# Clár



Chun tuilleadh faisnéise a fháil faoin An Post, tabhairt cuairt ar an suíomh idirlín: www.anpost.ie
Tá Tuarascáil Bhliantúil An Post ar fáil freisin i mBéarla.

## Ár Misean

# Seirbhísí poist, dáileacháin agus airgeadais den scoth ar chaighdeán domhanda le rochtain phobail áitiúil agus naisc dhomhanda nach féidir a shárú a chur ar fáil.

## Ár Bhfis

# Agus muid ag obair le chéile mar fhoireann aontaithe, is í ár n-aidhm an t-iomaíochas nua atá ann a shárú, seirbhís de cháilíocht níos fearr a sheachadadh, ar bhealach níos éifeachtaí, ar níos mó custaiméirí trí bheith de shíor ag dul in oiriúint, a bheith nuálach agus an t-athrú a chur i bfheidhm go leanúnach.

## Ár Luachanna

### Eagraíocht Nuálach Inathraitheach

Léirimid ardacmhainn athraithe, ag oiriúnú go mear do bhagairtí agus do dheiseanna seachtracha, ag cur straitéisí i bhfeidhm agus ag baint amach na dtorthaí atá aontaithe againn go tráthúil.

### Saoránach Corparáideach Faoi Mheas

Tá cáil orainn mar shaoránach corparáideach faoi mheas i measc ár ngeallshealbhadóirí, ar son ár rannpháirtíocht sa phobal agus ár bhfreagracht chomhshaoil.

### Foireann Shásta, Dhea-threoraithe, Rannpháirteach Fhreagrach

Is foireann sinne de dhaoine dúthrachta, dea-threoraithe, freagracha: caitear le meas linn, cuirtear dea-dheiseanna ar fáil dúinn agus táimid tiomanta do chultúr gnóthacháin agus do fhreagracht phearsanta.

### Rath Tráchtála

Is gnólacht sinn atá ag fás go rathúil sa tráchtáil, a sholáthraíonn torthaí chun fás infheistíochta a mhaoiniú, luach saothair a thabhairt dár bhfostaithe agus ionchais na ngeallshealbhóirí a shású.

### Oibríochtaí Cost-éifeachtúla

Rithimid eagraíocht éifeachtúil chost-iomaíoch le próisis shruthlínithe agus barr-úsáid na teicneolaíochta a thugann lántacaíocht dár gcuspóirí gnó agus do riachtanais an chustaiméara.

1.



2.



3.



4.



5.



6.



7.



8.



**1. John Fitzgerald**
F.C.C.A.
*Cathaoirleach – 2,3*
Aois 62
Ceapadh 1 Márta, 2008
Tá formhór a shaol oibre caite ag an Uasal Fitzgerald sa rialtas áitiúil, i bpoist shinsireacha éagsúla, lena n-áirítear seal mar Bhainisteoir Cathrach Bhaile Átha Cliath ó 1996 go 2006. Tá sé ina Chathaoirleach faoi láthair ar Ghníomhaireacht Forbartha Ghráinseach Ghormáin agus ar an dá Ghníomhaireachta Athnuachana a bunaíodh i Luimneach tar éis dó tuarascáil a dhéanamh ar fhabhanna eisiaimh shóisialta sa chathair sin don Rialtas. Tá sé ina Leas-Chathaoirleach chomh maith ar InterTradeIreland, an chuideachta forbartha trádála agus gnó uile-oileáin.

**2. Patrick Compton**
Stiúrthóir-Fostaí
Aois 52
Ceapadh 1 Samhain, 2008; cúigiú téarma
Tá cúig bliana is tríocha caite ag an Uasal Compton sa tseirbhís phoist agus faoi láthair tá sé ina Chomhordaitheoirí Comhpháirtíochta Ionnaithe i Ros Comáin. Bhí sé ina chomhalta d'fheidhmeannas Cheardchumann na nOibrithe Cumarsáide ar feadh dhá bhliain is fiche agus ina uachtarán air i 1986. Tá sé gníomhach i bhforbairt phobail ina cheantar áitiúil agus ina chomhalta de Bhord Leadar An Airgnigh agus de Bhord Forbartha Contae Ros Comáin. Tá sé ina stiúrthóir ar Chuideachta na nDuaisbhannaí Teoranta.

**3. Jerry Condon**
Stiúrthóir-Fostaí - 2
Aois 55
Ceapadh 1 Samhain, 2008; ceathrú téarma
Thosaigh an tUasal Condon ag obair i 1971 leis an Roinn Poist agus Teileagracha agus tá a shaol oibre ar fad caite aige mar Chléireach Post-Oifige. Tá sé ina bhall gníomhach de Cheardchumann na nOibrithe Cumarsáide ar feadh a shaoil agus chaith sé trí bliana déag ar fheidhmeannas náisiúnta an cheardchumainn sin.

**4. Donal Connell**
C.Eng., F.I.E.I., B.E.
*Stiúrthóir – 2,3*
Aois 55
Ceapadh 14 Lúnasa, 2006
Ceapadh an tUasal Connell mar Phríomhfheidhmeannach ar an 14 Lúnasa 2006. Chuir sé tús lena shaol oibre sa Roinn Poist agus Teileagrais agus bhí poist shinsireacha bainistíochta aige in Unitrode Ireland, 3Com Ireland agus Maxtor Ireland mar a raibh sé ina Bhainisteoir Ginearálta sular chuaigh sé isteach in An Post. Tá sé ina stiúrthóir neamhfheidhmeannach ar Bhord Eorpach Xilinx Corporation agus ar Postbank Ireland Limited. Tá sé ina Chathaoirleach freisin ar Chuideachta Chrannchur Náisiúnta An Post.

**5. Anne Connolly**
B.A., M.B.A.
*Stiúrthóir – 2*
Aois 55
Ceapadh 23 Samhain, 2007
Tá Iníon Connolly ag obair faoi láthair mar Stiúrthóir ar an Ageing Well Network. Tá sí ina stiúrthóir freisin ar Anne Connolly Consulting Limited, cuideachta comhairliúcháin sa bhainistíocht straitéiseach. Sular chruthaigh sí an chuideachta seo, bhí sí ag obair mar bhainisteoir straitéise le Kingspan plc agus, roimhe sin, ar leibhéal sinsireach bainistíochta sna hearnálacha poiblí agus neamhbhrabúsacha. Roimhe seo bhí sí ar bhoird ICC Bank plc agus APSO agus bhí sí ina cathaoirleach ar Chomhnaidhm na bPobal Síomóin in Éirinn.

**6. Paddy Costello**
Stiúrthóir-Fostaí
Aois 60
Ceapadh 1 Samhain 2008
Chuaigh an tUasal Costello isteach in Oifig an Phoist mar Fhear Poist Sóisireach as bhliain 1964. Rinneadh Fear Poist de i 1966 agus tá sé fostaithe in Oifig Seachadta Fhionnghlais, Baile Átha Cliath 11 le dhá bhliain agus daichead. Le linn a shaoil oibre, rinne sé ionadaíocht ar son bhaill de Cheardchumann na nOibrithe Cumarside in Oifigí Seachadta i mBaile Átha Cliath. Bhí poist éagsúla aige mar oifigeach craoibhe agus tá sé ag freastal faoi láthair mar Chisteoir ar Chraobh Seachadadh Poist Bhaile Átha Cliath.

**7. Patrick Davoren**
Stiúrthóir-Fostaí
Aois 59
Ceapadh 1 Samhain, 2008; cúigiú téarma
Thosaigh an tUasal Davoren ag obair i 1965 leis an Roinn Poist agus Teileagracha agus tá a shaol oibre ar fad caite aige mar Chléireach Post-Oifige. Tá sé ina bhall gníomhach de Cheardchuman na nOibrithe Cumarsáide ar feadh a shaol oibre. Bhí sé ina chisteoir ar chraobh áitiúil ar feadh fiche bliain agus chaith sé dhá bhliain ina chomhalta den bhfeidhmeannas náisiúnta.

**8. Louise English**
B.Comm., F.C.A.
*Stiúrthóir – 1,2*
Aois 46
Ceapadh 1 Meitheamh, 2005
Is cuntasóir í Iníon English ó thaobh gairme, thosaigh sí a saol oibre le PriceWaterhouse agus chuaigh ansin le IBI Corporate Finance. Bhí poist éagsúla aici ansin, ina measc post mar Stiúrthóir Cumasc agus Fála. Is comhalta í d'Institiúid na Stiúrthóirí, agus d'fhreastail sí ar bhoird chuideachtaí éagsúla poiblí agus príobháideacha lena n-áirítear Bord na Móna plc agus Sherry Fitzgerald plc. Tá sí ina cathaoirleach faoi láthair ar Capital Radio Productions Limited (FM104) agus ina stiúrthóir neamhfheidhmeannach ar St. Vincent's. Healthcare Group Limited.

9.



10.



11.



12.



13.

14.

15.

**9. Ciara Hurley**
**B.B.S., M.B.S. (Baincéireacht & Airgeadas), M.S.I.**
*Stiúrthóir – 1*
Aois 43
Ceapadh 3 Márta 2006
Tá Iníon Hurley ina Leas-Uachtarán ag Citi Quilter. Tá níos mó ná naoi mbliana déag de thaithí aici ar bhainistíocht saibhris. Chaith sí seal ag obair le Stocbhróicéirí Goodbody mar Bhainisteoir Sinsir Punann agus le Merrill Lynch International Bank Limited mar Stiúrthóir Infheistíochta. Tá sí ina comhalta den Securities & Investment Institute (Ireland) agus de Institiúid na Stiúrthóirí.

**10. James Hyland, B.Comm**
**F.C.A., F.C.I.S., M.C.I.Arb., M.E.W.I.**
*Stiúrthóir – 1*
Aois 73
Ceapadh 11 Nollaig, 2008; dara téarma
Is cuntasóir cairte é an tUasal Hyland, a chaith seal mar Leas-Phríomhfheidhmeananch ar Ghrúpa Golden Vale agus a bhí ina Phríomhfheidhmeannach Grúpa ar Youghal Carpets plc. Tá sé ina Stiúrthóir Bainistíochta ar James Hyland & Company, Cuntasóirí Fóiréinseacha, agus ina chomhpháirtí ag Hyland Johnson Murray, Cuntasóirí Cairte. Tá sé ina Chathaoirleach nó ina stiúrthóir ar chuideachtaí éagsúla lena n-áirítear Cuideachta Chrannchur Náisiúnta An Post.

**11. Brian McConnell**
**B.B.S.**
*Stiúrthóir*
Aois 62
Ceapadh 3 Aibreán, 2006
Is baincéir é an tUasal McConnell ó thaobh gairme agus tá taithí chuimsitheach aige in Earnáil na Seirbhísí Airgeadais. Bhí sé ina Phríomhfheidhmeannach ar Permanent tsb agus ar Ulster Investment Bank (Baincéireacht Chorparáideach/Airgeadas). Tá sé ar scor anois agus bhí stiúrthóireachta aige in institiúidí éagsúla airgeadais lena n-áirítear Irish Life and Permanent Plc agus Ulster Bank Limited. Tá sé ina stiúrthóir ar Postbank Ireland Limited agus ar roinnt de chuideachta an AXA Group.

**12. Gerry O'Toole**
**Stiúrthóir-Fostaí - 2**
Aois 46
Ceapadh 1 Samhain 2008
Thosaigh an tUasal O'Toole ag obair sa Roinn Poist agus Teileagrafa i 1980 mar Fhear Poist Sóisir agus ceapadh é an bhliain dar gcionn ina Fhear Poist. I 1989 tugadh ardú céime dó go post mar Oifigeach Cléireachais agus bhí sé ag obair i réimse na Seirbhísí Airgeadais go dtí 1998 nuair a d'aistrigh sé chuig an tAonad TF mar a bhfuil sé faoi láthair ina Speisialtóir Tacaíochta Teicniúil sa Tacaíocht Líonra TF. Bhí sé ina chomhalta de choistí éagsúla craoibhe nó ceardchumainn i rith na mblianta.

**13. John Quinlivan**
**B.Sc. (Mgt. & Law), M.Sc. (Spatial Planning), Dip. in Public Admin.**
*Stiúrthóir – 3*
Aois 70
Ceapadh 24 Nollaig, 2008; dara téarma
Bhí saol gairme fada ag an Uasal Quinlivan sa rialtas áitiúil, i bpoist shinsireacha i naoi gcontae, agus cúig bliana déag mar Bhainisteoir Contae Lú san áireamh. Chaith sé cúig bliana mar chomhalta d'Údarás na mBóithre Náisiúnta agus bhí sé ina chomhalta freisin de Bhord Seirbhísí Bainistíochta an Rialtais Áitiúil agus de Bhord Seirbhísí Ríomhaireachta an Rialtais Áitiúil agus An Chomhairle.

**14. Alan Sloane**
*Stiúrthóir – Máistir Poist*
Aois 51
Ceapadh 1 Eanáir, 2007; tríú téarma
Tá an tUasal Sloane ag obair i siopa grósaera agus in oifig poist a theaghlaigh ó 1976 i leith. Ceapadh é ina mháistir poist ar oifig an phoist Loch Gamhna, Co. an Chabháin i 1979. Tá sé ina Stiúrthóir Bainistíochta freisin ar J.A.S. Limited, gnó déantúsaíochta cuntair slándála, a bhunaigh sé i 1985.

**15. Catherine Woods**
**B.A. (Econ)**
*Stiúrthóir – 3*
Aois 46
Ceapadh 4 Feabhra, 2008
Tá formhór a saol oibre caite ag Iníon Woods i Londain san earnáil airgeadais. Tá taithí leitheadach aici ar chumas agus fálta agus ar stocbhróicéireacht ón seacht mbliana déag a chaith sí mar Leas-Uachtarán le JP Morgan. I measc na sainorduithe a bhí aici bhí athchaipitliú mhargadh Árachais Lloyd's of London agus athphríobháidiú na mbancanna Lochlannacha. Ó d'fhill sí ar Éirinn, bhí sí ar Phainéal Achomhairc na Cumarsáide Leictreonaí ó 2004 go dtí 2007, ag tabhairt a tuairimí faoi athchomhairc a rinneadh ar chinntí a rinne ComReg.

**Rúnaí**
Michael Tyndall

**Oifig Chláraithe**
Ard-Oifig an Phoist
Sráid Uí Chonaill
Baile Átha Cliath 1

**Iniúchóir**
KPMG, Cuntasóirí Cairte

**Baincéirí**
Banc na hÉireann

**Aturnaetha**
Matheson Ormsby Prentice

**Gluais Do Choistí An Bhoird**
1. Iniúchadh agus Slándáil
2. Pearsanra
3. Luach Saothair



## Bhí brabús oibriúcháin sásúil a bhí cothrom le 3.7% den láimhdeachas againn i 2008, a bhuíochas den chuid is mó do rialú rathúil spriocdhírithe ar chostais i ngach gné den ghnó. Bhí titim €26 ar láimhdeachas ó oibriúcháin leanúnacha ón mbliain 2007, ag €850m. Tharla an meath seo mar gheall ar laghdú ar mhéid an phostais agus an méid den phostas a bhain le hOlltoghchán na bliana sin.

Bhí dhá leath ar leith ag an mbliain seo caite do An Post. D'fhás méideanna agus ioncam postais go maith sa chéad leath agus chúlaigh an treocht sa dara sé mhí agus an eacnamaíocht ag dul chun donais.

Bhí an taithí inár ngnó miondíola an-éagsúil. Cé go raibh feidhmíocht an chéad leath ar aon dul leis an mbuiséad, tháinig méadú mór ar mhéid an ioncaim agus na mbeartas sa dara leath. Tharla sé seo mar gheall ar líon na ndaoine a bhí ag fáil sochair Leasa Sóisialta a bheith méadaithe agus iad a bheith ag bailiú a gcuid sochar in oifigí poist agus an méadú i dtarraingteacht na dtáirgí agus na scéimeanna coigiltis a fheidhmíonn An Post thar ceann Ghníomhaireacht Bainistíochta an Chisteáin Náisiúnta. Bhí forbairtí dearfacha eile ag Postbank i rith na bliana chomh maith. Le neart an bhranda ag fás agus an réimse táirgí a bhí á dtairiscint againn ag méadú bhí i bhfad níos mó daoine ag iarraidh gnó a dhéanamh leis An Post

### Ullmhúchán D'fhíricí Nua

Osclófar margadh poist na hÉireann don iomaíocht iomlán go luath sa bhliain 2011. Tá sé ar cheann dár bpríomhchuspóirí gnó a chinntiú go mbeidh an Chuideachta ullamh dó seo. Tá áthas orm a thuairisciú go bhfuil an-dul chun cinn déanta le linn 2008 agus muid ag ullmhú don lá sin. Tá Clár Bunathrú An Post comhdhéanta faoi láthair de phunann tionscadal straitéiseacha agus de réir mar a chuirtear iad seo i gcrích cuirtear cinn eile ina n-áit, próiseas a chinntíonn go bhfuiltear ag tabhairt faoi gach gné de athrú ullmhúcháin, agus go dtugtar tús áite dóibh siúd is tábhachtaí.

### Feabhsúcháin Ar Sheirbhísí Custaiméara

Tá ár gcustaiméirí i gcroílár an Chlár Bunathraithe seo. Mar léiriú air seo, thug an bhainistíocht tosaíocht d'fheabhsúchán inmharthanach a bhaint amach i gcaighdeán an tseachadadh poist i 2008.

Tá ár bhfócas meántéarmach, 94% seachadadh baile an lá arna mhárach a bhaint amach, aontaithe againn le Rialtóir na Seirbhísí Poist, ComReg. Baineadh amach feabhsúcháin inmharthanacha don bheart seo le linn 2008 agus táthar ag súil go mbeidh tuilleadh feabhsúcháin ann i 2009 de bharr na dtograí ar tugadh fúthu anuraidh.

### Seachadadh Le Daoine

**Is réamhriachtanais bhunúsacha iad cumas eagrúcháin agus tiomantas na bhfostaithe a fhorbairt chun an bunathrú atá beartaithe do An Post a bhaint amach.**

Agus muid ag ullmhú do liobrálú an mhargaidh, táimid ar brath ar thacaíocht agus ar rannpháirtíocht ghníomhach gach ball foirne. Tá baint dhíreach ag go leor den rath a bhí orainn i 2008 le cláir a bhí dírithe ar chleachtais oibre, sreabhadh oibre agus pleanáil loighistice a athrú.

I rith na bliana 2008, rinne muid infheistíocht mhór i dtograí chun forbairt leanúnach ghairmiúil a sholáthar don bhainistíocht ag gach leibhéal agus feabhas a chur ar na modhanna cumarsáide le fórsa oibre atá scaipthe ar fud na tire. Chomh maith hómós a thabhairt don bhfoireann agus a thaispeáint go bhfuil siad luachmhar, tá an infheistíocht leanúnach seo á dhéanamh ar an gcritéir ciallmhar gnó go dtabharfaidh foireann a thuigeann an dushlán atá ann don ghnó tacaíocht do na hathruithe atá riachtanach chun dul san iomaíocht i margadh atá liobrálaithe go hiomlán.

### Todchaí An Post A Bhuanú

Tá an-dúshlán roimh an earnáil poist ar fud an domhain sa todhchaí. Tá meáin chumarsáide leicreonacha ag teacht chun cinn in áit an phoist, tá an margadh á liobrálú ag an AE agus tá lagthrá eacnamaíochta domhanda ann. Tá straitéisí éagsúla forbartha againn in An Post chun tabhairt faoi na dúshláin seo.

Is sampla den chur chuige seo seoladh Postbank i 2007. Rinneadh leathnú mór tíreolaíoch ar Postbank anuraidh agus ar a phunann seirbhísí. Cé nach bhfuil muid dall ar na deacrachtaí atá ag tionscal baincéireachta an domhain faoi láthair, tá muinín ag An Post i gcónaí as cumas Postbank chun cion dearfach a dhéanamh ar son a ghnó, na sochaí agus na heacnamaíochta go ginearálta.

**I rith na bliana 2008, d'fhaomhaigh an Bord treo nua straitéiseach do líonra miondíola An Post.**

Tá an straitéis seo dírithe ar thodhchaí inmharthanach dár líonra agus áirítear ann príomhghnéithe ar nós infheistíocht sa bhonneagar agus leathnú an réimse táirgi agus seirbhísí atá á dtairiscint, rud a fheabhsóidh taithí seirbhíse chustaiméirí An Post ar fud na tíre.

Le tamall de bhlianta anuas, tá méadú ag teacht ar thuiscint An Post faoi luach bunúsach a bhranda agus tá infheistíocht leanúnach á dhéanamh againn ann trí fheabhsú oibriúcháin, soláthar flíte, táirgí agus seirbhísí ábhartha a fhorbairt, agus trí fhógraíocht agus urraíocht

### Ionchais Láithreacha

Thar ceann an Bhoird, ba mhaith liom buíochas a ghabháil leis an mbainistíocht, leis an bhfoireann agus lenár gconraitheoirí as ucht a ndílseacht agus a ndea-oibre i rith na bliana 2008. Ba mhaith liom buíochas a ghabháil freisin le mo chomhghleacaithe ar an mBord as ucht a gcuid tiomantais. Tá sé fíorshásúil torthaí a gcuid iarrachtaí le blianta anuas a fheiceáil agus aitheantas a thabhairt don chion atá déanta acu agus an Chuideachta á ullmhú do na deacrachtaí atá romhainn.

Bhí ról tábhachtach ag gach duine san eagraíocht sa bhfeabhsúchán ar fheidhmíocht an Ghrúpa agus bhí cion na Stiúrhtóirí go háirithe an-luachmhar agus an cúrsa á leagan amach acu. Gabhaim buíochas ar leith le Thomas Devlin agus le Terry Kelleher, a d'éirigh as mar stiúrthóirí tar éis dóibh freastal ar feadh ceithre bliana. Táimid an-bhuíoch as an gcion a rinne siad. Cuirim fáilte roimh bheirt chomhalta nua, Paddy Costello agus Gerry O'Toole. Ba mhaith liom buíochas a ghabháil go háirithe leis an Aire Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha, Eamon Ryan, TD, agus lena chuid oifigigh as ucht na cabhrach agus na tacaíochta a thug siad dúinn i rith na bliana.

## Ar an iomlán is féidir le gach duine in An Post a bheith bródúil as an mbliain 2008.

Ach ní mór a chur in iúl dár gcustaiméirí agus dár scairshealbhóir nach mbeimid ag luí ar na rámhaí mar gheall ar ghnóthachain iomadúla na bliana. A mhalairt ar fad, aithnímid go bhfuil iomaíocht iomlán oscailte romhainn amach inár gcroímhargadh, seachadadh litreacha.

Ní fhíorófar an todhchaí gheal atá uainn ach trí rath na bliana 2008 a bhuanú agus a shárú go leanúnach sna blianta atá romhainn.

Tá deacrachtaí agus neamhchinnteachtaí na heacnamaíochta curtha san áireamh againn agus buiséidí ioncaim agus caiteachais á n-ullmhú againn do 2009 agus beidh sé riachtanach monatóireacht bhreise a dhéanamh ar fheidhmíocht airgeadais. Tá rud amháin cinnte do An Post áfach – is é sin an gá atá leis an ngnó a athrú ionas go mbeidh sé inmharthanach i margadh iomaíoch. Beidh an tasc sin romhainn mar fhócas lárnach i gcónaí.

**John Fitzgerald**
Cathaoirleach
*19 Márta 2009*

# Bainistíocht




**1. Donal Connell**
C.Eng., F.I.E.I., B.E.
*Príomhfheidhmeannach*
Aois 55
Ceapadh an tUasal Connell mar Phríomhfheidhmeannach ar an 14 Lúnasa 2006. Chuir sé tús lena shaol oibre sa Roinn Poist agus Teileagrais agus bhí poist shinsireacha bainistíochta aige in Unitrode Ireland, 3Com Ireland agus Maxtor Ireland mar a raibh sé ina Bhainisteoir Ginearálta sular tháinig sé isteach in An Post. Tá sé ina stiúrthóir neamhfheidhmeannach ar Bhord Eorpach Xilinx Corporation agus ar Postbank Ireland Limited. Tá sé ina Chathaoirleach freisin ar Chuideachta Chrannchur Náisiúnta An Post.

**2. John Daly**
A.C.M.A., M.Sc.(Mgmt.)
*Stiúrthóir Oibriúcháin Mhiondíola*
Aois 46
Tháinig an tUasal Daly isteach in An Post i mí na Nollag 1988 tar éis tamall a chaitheamh mar chuntasóirí bainistíochta i FÁS. Sa chuid luath dá shaol oibre leis An Post bhí sé ag obair sa roinn Airgeadais mar chuntasóir bainistíochta. Bhí poist éagsúla shinsearacha airgeadais agus bainistíochta aige ansin sa roinn Mhiondíola sular ceapadh ina phost reatha i mí Dheireadh Fómhair 2006. Tá sé ina stiúrthóir ar Chuideachta na nDuaisbhannaí Teoranta.

**3. Jack Dempsey**
B.Comm., M.B.A., M.P.A.
*Stiúrthóir Oibriúcháin Postais*
Aois 58
Tháinig an tUasal Dempsey isteach in Oifig an Phoist sna 1960í mar Oifigeach Feidhmiúcháin sa Roinn Poist agus Teileagrafa. Le linn a shaol oibre tá taithí leitheadach faighte aige i ngach gné d'oibriúcháin agus de ghíomhaíochtaí tráchtála poist, náisiúnta agus idirnáisiúnta, le poist shinsireacha éagsúla bainistíochta aige ar fud na Cuideachta. Ceapadh é ina Stiúrthóir Oibriúcháin Postais i mí Mhárta 2007.

**4. Peter Gallagher**
B.Sc., M.B.A., M.Inst.D
*Stiúrthóir Straitéise agus Feabhas Gnó*
Aois 47
Tháinig an tUasal Gallagher isteach in An Post i mí Aibreáin 2007 mar Cheann Straitéise agus Feabhas Gnó. Roimh theacht isteach in An Post, bhí sé ina Chomhpháirtí i gCleachtas Bunathrú Gnó Domhanta Ghrúpa Comhairliúcháin PA mar a raibh sé i mbun mórchláir bunathraithe agus feabhsúcháin oibriúcháin gnó do chliaintí san earnáil phríobháideach agus san earnáil phoiblí. Fuair sé taithí chomh maith mar Stiúrthóir Straitéise le KPMG Consulting agus mar Bhainisteoir Oibriúcháin Gnó (RA agus Éire) do Dell Computer Corporation.

**5. Pat Knight**
M.Sc.(Mgmt.), F.C.I.P.D.
*Stiúrthóir Acmhainní Daonna*
Aois 54
Tháinig an tUasal Knight isteach in An Post i mí Mhárta 2004 mar Stiúrthóir Acmhainní Daonna. Roimhe sin bhí sé ina Bhainisteoir Ginearálta Acmhainní Daonna i Waterford Crystal, cuideachta a ndeachaigh sé leo i 1986. Chuaigh sé ar aghaidh trí phoist éagsúla sinsireacha AD in Éirinn agus sa RA leo sin. Bhí sé tráth ina Oifigeach Pearsanra le Bord na Móna plc i measc postanna eile. Tá sé ina Iontaobhaí ar Scéimeanna Aoisliúntais An Post.

**6. Brian McCormick**
B.E. (Mech.), M.B.A.
*Stiúrthóir Seirbhísí*
Aois 49
Tháinig an tUasal McCormick isteach in An Post i mí Bhealtaine 2002 mar Stiúrthóir Straitéise agus ceapadh ina phost reatha mar Stiúrthóir Seirbhísí é i mí Dheireadh Fómhair 2003. Bhí taithí aige roimhe sin i CRH plc agus i Merrion Corporate Finance mar a raibh sé ina Stiúrthóir. Tá sé ina Iontaobhaí ar Scéimeanna Aoisliúntais An Post.

**7. Liam O'Sullivan**
*Stiúrthóir Cláir agus Oibriúcháin Athruithe Bailiúcháin & Seachadadh*
Aois 42
Tháinig an tUasal O'Sullivan isteach in An Post i 1985 mar Chléireach Post-Oifige. Tá taithí fhairsing faighte aige ina shaol oibre i réimse iomlán gnó na Cuideachta. Sular ceapadh é mar Stiúrthóir Próiseáil Postais i mí Iúil 2004, bhí poist sinsireacha bainistíochta agus bainistiú tionscadail aige sa Chuideachta. Thosaigh sé ina phost reatha i mí Iúil 2007.

**8. Peter Quinn**
B.Comm., F.C.A., M.B.A.
*Príomhoifigeach Airgeadais*
Aois 50
Tháinig an tUasal Quinn isteach in An Post i mí Lúnasa 2004 tar éis poist shinsireacha airgeadais agus straitéiseacha a bheith aige i PJ Carroll and Company plc agus i Monaghan Mushrooms Limited. Fuair sé oiliúint roimhe seo mar chuntasóir cairte agus bhí sé ag obair i gcleachtas le KPMG. Tá sé ina stiúrthóir ar Postbank Ireland Limited.

**9. Liam Sheehan**
*Stiúrthóir Díolacháin agus Margaíochta*
Aois 49
Tháinig an tUasal Sheehan isteach in An Post mar Bhainisteoir Ginearálta Díolacháin agus Margaíochta agus ceapadh é mar Stiúrthóir Díolacháin agus Margaíochta i mí Dheireadh Fómhair 2006. Tá taithí leitheadach aige in earnáil bhríomhar earraí tomhaltóirí na hÉireann agus i gcruthú brandaí, bainistiú cainéal agus straitéis díolacháin. Bhí poist shinsearacha Díoacháin agus Margaíochta aige roimhe seo le Proctor & Gamble agus i Guinness agus bhí sé ina Stiúrthóir Tráchtála le Erin Foods. Tá sé ina stiúrthóir ar Chumann Margaíochta Dírí na hÉireann.

**10. Michael Tyndall**
B.Comm., F.C.A.
*Rúnaí na Cuideachta*
Aois 58
Tháinig an tUasal Tyndall isteach in An Post i mí Eanáir 1989 mar Cheann ar Chuntasaíocht Airgeadais agus ceapadh mar Rúnaí Cuideachtaí é i mí Aibreáin 1998. Chuir sé tús lena shaol oibre i ngairm na cuntasaíochta agus fuair cáilíocht ansin mar chuntasóir cairte. Bhí sé ag obair ansin i bpoist shinsireacha airgeadais agus bainistíochta i ngnólachtaí árachais agus dáiliúcháin. Tá sé ina Iontaobhaí ar Scéimeanna Aoisliúntais An Post agus ina Rúnaí Cuideachta chomh maith ar Chuideachta Chrannchur Náisiúnta An Post.

**11. Barney Whelan**
B.Sc., M.B.A., F.P.R.I.I.
*Stiúrthóir Gnóthaí Cumarsáide agus Corparáideacha*
Aois 54
Tháinig an tUasal Whelan isteach in An Post i mí Eanáir 2005. Tar éis tamall maith de bhlianta a chaitheamh i dtionscal na talmhaíochta bhí sé freagrach as caidreamh poiblí agus cumarsáid bhranda san ESB. Ina dhiaidh sin bhí sé ina Stiúrthóir, Díolacháin agus Margaíocht sa Bhord um Chur Chun Cinn Sábháilteacht Bia. Ceapadh é sa phost atá aige faoi láthair i mí Dheireadh Fómhair 2006.



### Feidhmíocht Airgeadais

## Mar atá luaite ag an gCathaoirleach ina ráiteas, tá torthaí suntasacha á dtáirgeadh i gcónaí ag ár gClár Bunathraithe. Bhí brabús oibriúcháin €31m, nó 3.7% den láimhdeachas, againn don bhliain, rud a bhí sásúil ar chúiseanna éagsúla. Léiríonn sé dícheall agus tiomantas na bainistíochta agus na foirne i 2008; cuireann sé ar ár gcumas an chuideachta a ullmhú do dhúshláin na todhchaí i margadh liobrálaithe poist agus dearbhaíonn sé an teacht aniar atá ina gcroíghnónna.

Bhí an fheidhmíocht láidir seo tiománta ag cumas d'fhás i méid an phoist sa chuid luath den bhliain, ioncam láidir i rith na bliana i seirbhísí miondíola cuntair, éifeachtúlacht a baineadh amach mar chuid d'fhorfheidhmiú ár gcuid Cláir Athraithe agus dílseacht leanúnach do smacht dhian ar chostais.

Airgead Ginte As Oibriúcháin

**€44m**

## Buaicphointí Airgeadais

### Láimhdeachas (seachas sciar de láimhdeachas comhfhiontair)

| €850.0m | €876.0m |
|---|---|
| 2008 | 2007 |

### Brabús oibriúcháin

| €31.2m | €29.1m |
|---|---|
| 2008 | 2007 |

### Brabús tar éis cáin

| €33.2m | €43.3m |
|---|---|
| 2008 | 2007 |

### Corrlach brabús oibriúcháin

| 3.7% | 3.3% |
|---|---|
| 2008 | 2007 |

### Láimhdeachas €m




### Brabús Oibriúcháin €m



De réir mar a bhí an timpeallacht eacnamaíocht ag dul chun donais sa dara leath den bhliain, chuaigh an fás i méid i léag, agus thit méideanna poist 2% i 2008 i gcomórtas leis an bhliain roimhe sin. Bhí sreabhadh láidir airgid ag an nGrúpa áfach, le €44m d'airgead tirim á nginiúint as oibriúcháin.

Pointí Bailiúcháin




Tháinig méadú suntasach ar ioncam a gineadh as seirbhísí miondíola cuntair mar gheall ar an méadú i líon na ndaoine a bhí ag fáil Leas Sóisialta agus mar gheall ar an tóir a bhí ar na táirgí coigiltis a oibríonn An Post ar son Gníomhaireacht Bainistíochta an Chisteáin Náisiúnta. Bhí Postbank ag feidhmiú go maith de réir na bpleananna freisin.

Sna cúig bliana atá caite baineadh amach feabhas €74m i mbrabúis oibriúcháin an Ghrúpa, díríodh go daingean ar chostais agus rinneadh feabhsúcháin dhrámatúla i mbeagnach gach gné dár ngnó. Leagann an fheidhmíocht seo an cúlra riachtanach síos don ullmhúchán d'oscail iomlán an mhargadh poist. Cuireann sé i riocht níos fearr muid chun aghaidh a thabhairt ar na dúshláin iomaíocha a bheidh ag teacht chun cinn agus ar na deacrachtaí éagsúla a chruthaíonn an lagthrá eacnamaíochta reatha. Tá gá le tuilleadh dul chun cinn áfach chun an leibhéal riachtanach iomaíochais a bhaineann le rath i margadh poist lánliobrálaithe a bhaint amach.

### Caighdeán Na Seirbhísí Poist

Bailiúchán agus seachadadh poist na croísheirbhísí atá againn. Is í an tosaíocht is mó atá againn spriocanna caighdeán seirbhísí atá tomhaiste go neamhspleách a bhaint amach gan teip. Bainfidh aon teip ó thaobh an fócas seo a choinneáil an bonn go mear den ghnó atá againn faoi láthair agus dár n-ionchas sa todhchaí. Is cuid bhunusach dár gcumas chun tabhairt faoi na dushláin a chuirfear romhainn le lániomaíocht ón mbliain 2011 amach na spriocanna seirbhíse a shású.

Pointí seachadta




Chun na críche seo táimid tiomanta i gcónaí dár sprioc, seachadadh 94% de phost baile an lá arna mhárach, a bhaint amach. I rith na bliana 2008 mar shampla, rinneamar dearadh, suiteáil agus forfheidhmiú ar chóras scanála leictreonach a chuireann ar ár gcumas na hamanna a mbailítear an post i mboscaí poist a rianadh. Dá bharr seo tá feabhas dhá phointe céatadáin ar sheachadadh baile an lá arna mhárach, tuairisciú le gairid a bheith ag 79% don bhliain iomlán, méadú ó 77% i 2007.

Táimid ag súil go léireofar tuilleadh feabhais a eascróidh go díreach as an gcóras scanála seo nuair a fhoilseoidh ComReg a staitisticí Caighdeán Seirbhísse le linn na bliana 2009. Táimid ag súil chomh maith go mbeidh laghdú dá bharr ar ghearáin ó chustaiméirí agus go méadófar sástacht na gcustaiméirí.

Rinneamar infheistíocht iomlán de €39m anuraidh mar thacaíocht do fheabhas leanúnach i gcaighdeán na seirbhíse, agus tháinig an maoiniú sin uile as oibriúcháin. Is cuid é seo de chlár infheistíochta ilbhliana €150m a thabharfaidh teicneolaíochtaí breise isteach, maraon le caiteachas caipitil ar bhonneagar riachtanach, infheistíocht in oiliúint foirne agus próisis nua gnó a ghlacadh.

Tá na spriocanna seachadadh poist idirnáisiúnta a leag an Chorparáid Idirnáisiúnta Poist (IPC) síos á sárú go leanúnach ag An Post. Mar aitheantas ar sin, bronnadh Teastas Feabhais i mBainistiú agus i bPróiseáil Post Idirnáisiúnta Litreacha an IPC ar An Post – tar éis dó caighdeán seachadadh an lá arna mhárach de 95% faoin gcéad a bhaint amach agus a choinneáil agus 85% do phost amach a shroicheann an spriocthír an lá arna mhárach. Tá An Post ar cheann de 22 soláthróirí seirbhíse ar fud an doPostasmhain a bhain an caighdeán feidhmíochta seo amach.

Postas Idirnáisiúnta Isteach - seachadadh an lá arna mhárach




### Réitigh Don Chustaiméir

Bíonn custaiméirí ag súil le nuáil uainn agus táirgí agus seirbhísí á bhforbairt agus á seachadadh againn. Chun na críche seo, chuireamar roinnt tograí i bhfeidhm anuraidh. Áirítear ina measc seo córas nua áirithint bhailiúchán ar line, córas nua teileafóin chun láimhseáil fiosruithe agus gearáin chustaiméirí a fheabhsú agus seoladh seirbhísí nua Beartáin Thosaíochta Idirnáisiúnta agus Litreacha Mearsheachadta. Suiteáladh roinnt bothanna díolacháin poist ar bhonn píolótach in ionaid ard-dlúis roghnaithe agus bhí an-rath orthu seo. Tá comhaontú déanta againn freisin le Vodafone a dhéanfaidh Oibrí Fíorúil Líonra Soghluaiste de An Post níos déanaí i mbliana.

### Bunathrú Leanúnach

Tá Clár mór Bunathraithe ar bun againn le tamall, a chlúdaíonn gach gné dár n-oibriúcháin, mar ullmhúchán do lánliobrálú an mhargadh poist in Éirinn i 2011. Tá an Clár comhdhéanta de phunann fuinniúil tionscadal, le cinn nua ag tosú agus cinn eile á gcríochnú.

Ba é an bunspreagadh don chlár seo an gá atá le hullmhú do liobrálú na seirbhisí poist ag an AE, ach tá sé ag éirí níos soiléire go bhfuil sé riachtanach dár rath leanúnach tráchtála agus go bhfuil ról lárnach aige chun cabhrú linn díriú níos mó ar an gcustaiméir, a bheith níos freagraí agus muid ag tabhairt faoi fhadhbanna de réir mar a éiríonn siad agus deiseanna gnó a thapú de réir mar a aithnítear iad.

Bearta leasa sóisialta agus íoc billí




Cuireann na feabhsúcháin atá déanta sa chlár seo i réimsí éagsúla áthas orm. Leis an Tionscadal Bainistiú Tinrimh, mar shampla, rinneamar laghdú gníomhach ar leibhéal neamhláithreacht tinnis agus tá an leibhéal gar don mheán náisiúnta anois. Creidim gur féidir níos mó dul chun cinn a dhéanamh sa réimse comhoibrithe seo le baill foirne trínár bpróiseas Fóram Comhpháirtíochta.

I dtreo dheireadh na bliana 2008, chuireamar tús leis an bpleanáil don chéad chéim eile den Chlár Bunathraithe. Díreofar an gcaoi ar cheart do An Post iomaíocht a dhéanamh sa todhchaí, rud a chabhróidh linn straitéis a chumadh agus a fhorfheidhmiu a spreagfaidh custaiméirí chun sinne a roghnú seachas ár n-iomaitheoirí i margadh lánliobrálaithe.

### Costas agus Éifeachtúlacht

Tá An Post tiomanta do dhul chun cinn leanúnach a dhéanamh i rith 2009 i réimsí rialú costais agus gnóthú éifeachtúlachta. Is i réimse bhailiúchán agus seachadadh an phoist atá ceann de na tograí leanúnacha is tábhachtaí. Tá sé d'aidhm againn barr feabhais a bhaint amach i ngach gné den phróiseas seo, ó bhainistiú an sreabhadh oibre go struchtúir agus loighistic, agus é de sprioc deiridh againn seirbhís chomhleanúnach a thabhairt do gach custaiméir – go háirithe i leith riachtanais athraithe ár gcustaiméirí gnó.

Míreanna poist seachadta go laethúil




Déanfar infheistíocht mhór chaipitil sa tionscadal seo atá curtha i gcrích in os cionn 40 oifig ar fud na tíre go dtí seo. Cinntíonn sé go bhfuil na háitribh agus an trealamh ag an bhfoireann maraon le próisis níos sruthlínithe. Tá mé cinnte go gcuirfidh an clár leanúnach seo go mór le feabhsúcháin inmharthanacha i seirbhís chustaiméirí.

### Cumas Eagrúcháin A Thógáil

Aithníonn An Post an tionchar atá ag iompar agus luachanna a chuid fostaithe agus a chonraitheoirí ar an tseirbhís a fhaigheann na custaiméirí. Is cuid de mo ról mar Phríomhfheidhmeannach é meanmna agus tiomantas na foirne a spreagadh agus a thaispeáint gur féidir leis An Post leanúint ar aghaidh mar fhiontar rathúil má thugann sé tús áite do riachtanas na gcustaiméirí agus go mbíonn na riachtanais sin i gcroílár ár misean.

Leanamar ar aghaidh leis an infheistíocht i bhforbairt bhainistíochta agus cinnireachta le linn 2008, bhí gach bainisteoir sinsir agus lárnach páirteach i mórthogra a bhí deartha go sonrach do An Post agus do na dúshláin nach mór dó a shárú sna blianta atá romhainn. Leanfar ar aghaidh leis an infheistíocht i bhforbairt cinnirechta i ngach leibhéal i 2009. Tógfaidh sé seo ar chumas ár mbainisteoirí agus ár mbaill foirne go léir chun dul i ngleic go rathúil le dúshlán lánliobrálú an mhargaidh ó 2011 ar aghaidh.

Leanadh ar aghaidh le hathbheochan an phróiseas comhpháirtíochta in An Post i 2008 agus gach duine, idir bhainistíocht agus cheardchumainn, ag baint úsáide as an bpróiseas custaiméir-lárnaithe seo chun plé a dhéanamh ar na bealaí is fearr is féidir leis An Post iomaíocht éifeachtúil a dhéanamh sa mhargadh liobrálaithe poist. Ar an gcaoi chéanna, cuireadh tograí tábhachtacha cumarsáide inmheánacha i bhfeidhm chun an sruth faisnéise a fheabhsú, agus gach duine sa chuideachta a choinneáil ar an eolas faoi fhorbairtí sa ghnó.

### Miondíol

D'fheidhmigh na seirbhísí miondíola go maith i 2008 agus is cosúil go bhfuil scóip ann chun tuilleadh forbartha a dhéanamh sa ghnó miondíola ar an iomlán, in ainneoin na ndeacrachtaí eacnamaíocha atá ann faoi láthair. Fás orgánach a bheidh i gcuid de seo agus níos mó úsáide a bhaint ag custaiméirí agus na seirbhísí atá ar fáil cheana féin ó An Post.

Ach leis an timpeallacht ag athrú, beidh an t-iontaobh a bhaineann le branda An Post ag éirí níos tábhachtaí do mhórán daoine. Cruthaíonn sé seo deis thábhachtach do An Post, atá ina bhainisteoir ar cheann de na líonraí craobhacha is mó, is aitheantúla agus is mó iontaoibhe sa tír. Rachaimid i ngleic go fonnmhar dúthrachtach leis na deiseanna seo agus infheistíocht á dhéanamh againn i dtreo nua don Líonra Miondíola.

Cuairteanna ar oifigí poist i rith na seachtaine




Seoladh seirbhísí nua Postbank go rathúil ar fud an líonra i 2008. Tugadh isteach an cuntas reatha "Everyday", rud a thug Postbank go daingean isteach i réimse na mórbhancanna miondíola agus seoladh seirbhísí nua árachais ina dhiaidh sin. Tá sé beartaithe iasachtaí pearsanta, cártaí creidmheasa agus morgáistí a chur le punann táirgí na Cuideachta i 2009.

Ar nós a lán institiúidí Eorpacha, níor tháinig Fortis Bank, ár gcomhpháirtí i Postbank, slán go hiomlán ón timpeallacht mhíshocair gnó atá ann do ghnólachtaí sna seirbhísí airgeadais. Tá muinín ag An Post i gcónaí gur féidir na cuspóirí atá leagtha síos do Postbank a bhaint amach áfach chun leas ár gcustaiméirí, ár máistrí poist agus An Post féin.

## Conclúid

Ba mhaith liom buíochas a thabhairt don Bhord as ucht a gcúnamh agus a dtreoir i rith 2008, agus gabhaim buíochas go háirithe lenár gCathaoirleach, John Fitzgerald as ucht a chion agus a chuid tacaíochta. Ba mhaith liom buíochas a thabhairt dár gcustaiméirí freisin as a dtacaíocht leanúnach. Is féidir liom a dhearbhú dóibh go bhfuilimid tiomanta i gcónaí do gach rud is féidir linn a dhéanamh ionas go roghnóidh siad muid mar soláthróir seirbhísí i ngach gné dár ngnó.

Ar an iomlán, rinne An Post gnóthachain mhóra sa bhliain 2008. Tá cuspóirí soiléire againn agus clár téagartha bunathraithe atá deartha chun cabhrú linn iad a bhaint amach. Tá sé soiléir go bhfuil riachtanais an chustaiméara agus caighdeán na seirbhísí i gcroílár ár bpleananna againn agus táimid ag obair go leanúnach lenár gcustaiméirí, idir chustaiméirí baile agus gnó, chun torthaí éifeachtúla a sheachadadh dá gcuid riachtanas. Táimid uile tiomanta go hiomlán don chur chuige seo agus réidh chun tabhairt go muiníneach faoi dhúshláin na todhchaí.

Is féidir le gach duine atá ag plé leis An Post a bheith sásta agus spreagadh a fháil as an dul chun cinn a rinneadh sa bhliain 2008. Ach cé gur féidir linn breathnú romhainn as bonn láidir d'fheabhsúchán comhsheasmhach ar fheidhmíocht, ní féidir a shéanadh go bhfuil todhchaí an-dúshlánach ann dúinn sa ghearrthéarma agus sa mheántéarma.

Cruthaíonn an cúlú eacnamaíoch dúshláin nua do chách agus tá tionchar diúltach aige ar mhéideanna postais. Mar go bhfuil leibhéal ard costais sheasta i gceist i soláthar ár seirbhísí poist, is féidir leis seo cur isteach ar ár mbrabúsacht leanúnach. Is léir go mbeidh sé níos deacra chomh maith ullmhú do lánliobrálú an mhargaidh.

Ach ar deireadh thiar, caithfimid freagairt don mhargadh mar a fhaighimid é. Tá sé fíorthábhachtach sna laethanta dúshlánacha seo díriú ar na nithe sin a bhfuil smacht againn orthu, agus a bheith níos ullmhaithe do thionchar na nithe nach bhfuilimid réidh dóibh. Tá muinín agam, leis an tuiscint láidir de chuspóir coitianta atá bunaithe againn, go bhfuilimd réidh chun dul i ngleic leis na dúshláin seo agus go mbeimid in ann muid féin a oiriúnú agus rath a bheith orainn inár misean.

**Donal Connell**
Príomhfheidhmeannach
*19 Márta 2009*

### Forléargas Airgeadais

Is méadú de €2.1m ar bhrabús oibriúcháin na bliana roimhe sin é an brabús oibriúcháin de €31.2m a baineadh amach i 2008. Tháinig feabhas ar an gcorrlach oibriúcháin ó 3.3% i 2007 go 3.7% i 2008, de thoradh rialú éifeachtach na bainistíochta ar chostais den chuid is mó. Rinne an Grúpa brabús €33.2m don bhliain tar éis muirear cánach de €6.7m.

| | | 2008 | 2007 |
|---|---|---|---|
| Láimhdeachas (seachas sciar de láimhdeachas comhfhiontair) | €m | | |
| Brabús Oibriúcháin | €m | 31.2 | 29.1 |
| Brabús tar éis Cáin | €m | 33.2 | 43.3 |
| Corrlach Brabús Oibriúcháin | | 3.7% | 3.3% |
| Glansócmhainní gan dliteanas pinsin san áireamh | €m | 383.8 | 369.1 |
| (Dliteanais)/Glansócmhainí le dliteanas pinsin san áireamh | €m | (198.5) | 254.8 |
| Meánlíon fostaithe i gcóibhéis lánaimseartha | | 10,970 | 11,054 |
| Croí-innéacs ioncam litreacha (2003: 100) | | 110.3 | 112.7 |
| Líon Pointí Seachadta | milliúin | 2.184 | 2.131 |

### Láimhdeachas

Thit an láimhdechas ó €876m go €850m i 2008. Léiríonn an laghdú seo an brú atá ar mhéideanna postais, an chomparáid leis an bpostas a chruthaigh an toghchán i 2007 agus diúscairt dhá fho-chuideachta i rith 2007 maiille le haistriú gnónna Postpoint agus One Direact go cuideachta comhfhiontair, Postbank Ireland Limited.

Bhí meath 2% ar mhéideanna postas gnó, sa dara chuid den bhliain den chuid is mó, de réir mar a bhí an eacnamaíocht ag cúlú.

D'fhás an láimhdeachas sa ghnó miondíola de thoradh méadú ar bhearta.

### Costais Oibriúcháin

Bhí costais pá, tuarastail agus máistrí poist cothrom le €547m i gcomparáid le €535m i 2007.
Is ionnan é seo agus ardú de 2.2%, suim atá níos lú ná an méadú i rátaí pá i rith na bliana de dheasca fhorfheidhmiú na gComhaontuithe Náisiúnta Pá agus íocaíochtaí táirgiúlachta áirithe a bhí iníoctha faoi chomhaontaithe. Léiríonn sé seo an rath a bhí ar iarrachtaí chun costais saothair a rialú i rith na bliana 2008.

Le forfheidhmiú an chláir chun Bailiúchán agus Seachadadh in oifigí seachadta a athrú tá an dúshraith leagtha chun sábháil mhór a dhéanamh i gcostais amach anseo.

Bhí costais eile oibriúcháin cothrom le €220m. B'ionnan é seo agus laghdú 6.4% tar éis coigeartú a dhéanamh do thionchar na bhfo-chuideachtaí a díoladh. Ba mhór an t-éacht an laghdú seo agus baineadh amach é agus infheistíocht leanúnach á dhéanamh sa mhargaíocht, le béim ar leith ar bhranda An Post.

### Sócmhainní Seasta Intadhaill

Rinneadh caiteachas caipitil de €39m i rith na bliana, le caiteachas mór ar fhoirgnimh agus ar threalamh chun tacú le gnó an phostais agus tá pleananna infheistíochta caipitil níos leitheadaí ann do bhliain 2009. Leanadh ar aghaidh le clár anuachana an fhlít iompair agus fuarthas 750 feithiclí athshothálair le linn 2008. Ní dhearnadh aon diúscairt mhór sócmhainní i rith na bliana.

### Beartas Cisteáin agus Acmhainní Airgid Tirim

Bhí insreabhadh glan airgid ó ghníomhaíochtaí oibriúcháin cothrom le €44m. Mar gheall ar an fheidhmíocht láidir oibriúcháin seo ó thaobh airgid tirim tá na hacmhainní ann anois chun infheistíocht a dhéanamh i gcaiteachas caipitil chomh maith leis an gclár athraithe a bheidh ina dhúshraith chun oibriúcháin postais den chéad scoth a sholáthar sa tochdhaí a bhunú.

Feidhmíonn feidhm státchiste an Ghrúpa faoi bheartas íseal-riosca neamhamhantrach atá faomhaithe ag an mBord. Is é príomhchuspóir an fheidhm cisteáin a chinntiú go mbeidh cistí ar fáil le haghaidh gníomhaíochta trádála a fhad is atá an toradh is fearr á bhaint as na hacmhainní airgid tirim atá ar fáil.

### Scéimeanna Phinsin

Tugtar cuntas faoi scéimeanna pinsin an Ghrúpa faoi FRS 17 agus léirítear easnamh cuntasaíochta de €582m i gcomparáid le €114m i 2007. Bhí sócmhainní na scéimeanna pinsin cothrom le €1.4 billiún. Tá na scéimeanna pinsin sochar sainithe faoi réir ag athbhreithniú achtúireach i dtimthriall trí bliana. Rinneadh na luachálacha achtúireacha is déanaí ar an 1 Eanáir, 2008, ag baint úsáide as an modh aois slánaithe agus is leor iad chun 100% de na dliteanais fhabhraithe a chlúdach. Tá luach sócmhainní na scéime ag meath ón 1 Eanáir, 2008. Tá tús curtha le díospóireachtaí idir na páirtithe leasmhara chun plean meáite a bhunú chun dul i ngleis leis an easnamh.

### Clár Comhardaithe

Léiríonn clár comhardaithe an Ghrúpa sócmhainní seasta de €211m, iarmhéideanna airgid de €350m agus glanseasamh sócmhainní de €348m roimh dliteanas pinsin. Cuireann clár comhardaithe an Ghrúpa dúshraith socair airgeadais ar fáil ar a féidir forfheidhmiú a straitéise a bhunú.

### Ionchas Eacnamaíoch

Tá eacnamaíocht na tíre imithe chun donais ón leath deiridh de 2008 agus anmeath ag leanúint ar aghaidh i 2009. Bíonn gníomhaíocht sa ghnó postais ag freagairt don ghníomhaíocht eacnamaíoch agus tá meath dá réir ar an ioncaim postais atá á ghiniúint. I measc na mbearta atá ann chun an tionchar seo a mhaolú tá rialú dian ar chostais agus tuilleadh feabhais ar éifeachtúlacht. Táthar ag faire go leanúnach ar réimse iomlán an lagthrá eacnamaíocht agus beidh an gnó ag freagairt dó de réir mar is gá.

**Faoi Rialúcháin agus treoracha na gComhphobal Eorpacha (Seirbhísí Poist), 2002, I.R. 616 de 2002 ('Na Rialúcháin') a d'eisigh an Coimisiún um Rialúchán Cumarsáide (ComReg), éilítear ar An Post faisnéis a bhaineann leis an tSeirbhís Uilíoch a fhoilsiú ina thuarascáil bhliantúil.**

## Riachtanais an Osu (Oibleagáid Seirbhíse Uilíche)

Faoi Rialúchán 4(2) (a) de na Rialúcháin, ainmnítear An Post mar sholáthróirí seirbhíse uilíche le hoibleagáid seirbhís uilíoch poist a sholáthar.

Faoi Rialúchán 4 (3) (a) ráthóidh soláthróir seirbhíse uilíche na nithe seo a leanas mar íosmhéid, ar gach lá oibre agus 5 lá sa tseachtain ar a laghad, seachas i ndálaí nó i gcúinsí tíreolaíocha a mheastar a bheith eisceachtúil ag ComReg:

- I imréiteach amháin, agus
- II seachadadh amháin chuig baile nó áitreabh gach duine nádúrtha nó dlíthiúil, nó de mhaolú, faoi dhálaí atá faoi dhiscréid ComReg, seachadadh amháin chuig suiteáil chuí.

Faoi Rialúchán 4 (4), beidh na híos-soaráidí seo a leanas áirithe sa tseirbhís uilíoch:

- A imréiteach, sortáil, iompar agus dáileadh míreanna poist suas go 2 kg;
- B imréiteach, sortáil, iompar agus dáileadh beartáin phoist suas go 20 kg;
- C seirbhísí le haghaidh mireanna cláraithe;
- D seirbhísí le haghaidh míreanna faoi árachas laistigh den Stát agus chuig agus ó gach tír, ar sínitheoirí iad do Choinbhinsiún an Aontas Uilíoch Poist, a dhearbhaíonn go bhfuil siad toilteanach na mireanna sin a ligint isteach ar bhonn cómhartach nó in aon treo amháin.

Faoi Rialúchán 4 (6) clúdóidh na seirbhísí uilíocha seirbhísí náisiúnta agus trasteorann araon.

Faoi Rialúchán 5, sásóidh soláthróir seirbhíse uilíche na riachtanais seo a leanas maidir le seirbhís uilíoch a sholáthar:

- A ráthóidh an tseirbhís go gcomhlíonfar na riachtnais bhunúsacha;
- B tairgeofar seirbhís chomhionnan d'úsáideoirí faoi dhálaí inchomparáide;
- C cuirfear an tseirbhís gan aon chineál idirdhealaithe, go háirithe gan idirdhealú a eascraíonn as cúinsí polaitiúla, reiligiúin nó ideolaíochta;
- D ní bhrisfear ná nó stopfar an tseirbhís ach amháin i gcásanna force majeurí; agus
- E tiocfaidh éabhlóid ar an tseirbhís mar fhreagairt don timpealalcht theicniúil, eacnamaíoch agus shóisialta agus do riachtanais na n-úsáideoirí.

Faoi Rialúchán 8, forchoimeádtar seirbhísí áirithe do An Post mar sholáthróir seirbhíse uilíche, mar atá imréiteach, sortáil, iompar agus seachadadh míreanna comhfhreagrais baile, comhfhreagras trasteorann agus post direach, cibé acu le seachadadh mear nó eile, laistigh de na teorannacha meáchain agus praghais seo a leanas (ón 1 Eanáir 2006)

- I 50 gram an teorainn meáchain a bheidh ann
- II níl feidhm leis na teorannacha meáchain seo má tá an praghas cothrom le nó níos má ná dhá oiread go leith chomh mór leis an muirear poiblí do mhír comhfhreagais sa chéad chéim meáchain den earnáil is tapúla (.i. €1.375)

Forchoimeádtar an tseirbhís phoist in aisce do dhaoine dalla agus caocha don An Post chomh maith.

## Rochtain ar Sheirbhísí Uilíocha

Cuireann An Post rochtain ar a chuid seirbhísí ar fáil trí líonra de 61 oifig poist na Cuideachta, 1,187 oifig poist faoi chonraitheoirí agus 178 gníomhaí poist. Sa bhreis air sin, díolann timpeall 2,714 áitreabh miondíola stampaí poist, mar ghníomhairí ceadúnaithe gníomhacha. Ar mhaithe le rochtain fhisiciúil ar an tseirbhís a éascú, tá timpeall 4,800 bosca poist scaipthe go forleathan ar fud an Stáit. Tá 43 pointe aimnithe ann chun glacadh le seirbhísí bulc poist.

## Táillí

Tugtar achoimre anseo a leanas de na táillí reatha ar son seirbhísí caighdeánacha. Tugtar an fhaisnéis iomlán faoi tháirgí agus seirbhísí An Post, maraon leis na táillí a bhaineann leo i Treoir An Post do Sheirbhísí Poist agus in Treoir An Post do Rátaí Poist

| Éire & TÉ | Litreacha (suas go C5) (<100g) | Clúdaigh Móra (<100g) | Pacáistí (<100g) | Beartáin (<.5kg) |
|---|---|---|---|---|
| Post Caighdeánach | 55c<br>54c le Ceadúnas nó Méadar | 95c | €2.20 | €6.50 |
| Post Cláraithe * | €5.25 | €5.25 | €5.25 | €10.50 |

* *Clúdaíonn an táille atá iníoctha don bhunseirbhís chláraithe cúiteamh le huasmhéid de €320. Cúiteamh breise: tá cúiteamh suas go teorainn €1,500 ar fáil ar €4 agus teorainn €2,000 ar €5 bunaithe ar an luach luaite ag am an phostála.*

| Seoltaí scríbe idirnáisiúnta | Litreacha (suas go C5) (<100g) | Clúdaigh Móra (<100g) | Pacáistí (100g) | Beartáin (<.5kg) |
|---|---|---|---|---|
| Post Caighdeánach | 82c | €1.50 | €2.70 | An Bhreatain €18.25<br>An Eoraip €22.00<br>An Chuid Eile den Domhan €22.00 |
| Post Cláraithe * | €5.17 | €5.85 | €7.05 | An Bhreatain €23.00<br>An Eoraip €27.00<br>An Chuid Eile den Domhan €27.00 |

* *Braitheann an seirbh is atá ar fáil ar riarachán poist an tír sprice. Cúiteamh suas go €320 sa Bhreatain;€150 san Eoraip; €100 do bheartáin agus €35 do litreacha lasmuigh den Eoraip.*

## Caighdeán na Seirbhíse

Shocraigh an Coimisiún Eorpach an caighdeán feabhas feidhmíochta do sheachadadh poist trasteorann sa Chomhphobal agus aistríodh go dlí na hÉireann é faoi Rialúchán 12 (2) de na Rialúcháin agus a Sceideal. Is mar seo a leanas atá an caighdeán feabhais do mhíreanna poist den earnáil chaighdeánach is tapúla:
**D+3: 85% de mhíreanna; D+5: 97% de mhíreanna, nuair a thagraíonn D don lá postála.**

Éilíonn na Rialúcháin ar ComReg caighdeán feabhas seirbhise a shocrú don tseirbhís uilíoch agus ní mór don chaighdeán a shocraítear a bheith comhoiriúnach le caighdeán na seirbhísí trasteorann sa Chomhphobal. Is é seo a leanas an sprioc atá socraithe ag ComReg do phostas tosaíochta aonphíosa baile mar sprioc feabhas seirbhíse:
**D+1: 94% D+3: 99.5%, nuair a thagraíonn D don lá postála.**

Déanann TNS mrbi monatóireacht ar fheabhas na seirbhíse baile thar ceann ComReg. Tá sonraí na dtorthaí is déanaí ar fáil ó shuíomh idirlín ComReg nó ónár suíomh idirlín féin www.anpost.ie.

### Gearáin ó Chustaiméirí

I rith na bliana 2008 rinneadh 351,679 glaoch teileafóin ar Sheirbhísí Chustaiméirí An Post. Gnáthfhiosrúcháin seachas gearáin ba ea a bhformhór. Éilítear ar An Post taifead a choinneáil de ghearáin ó chustaiméirí le haird ar an gcaighdeán ábhartha Eorpach: IS EN 14012:2003. Tugann an tábla miondealú ar na gearáin scríofa a fuarthas ó chustaiméirí faoin bpost le linn 2008. Baineann an t-iomlán le cuid fhíorbheag den trácht iomlán poist i rith na bliana.

| Gearáin scríofa a fuarthas ó chustaiméirí: | |
|---|---|
| Míreanna caillte nó faoi mhoilliú mór | 21,637 |
| Míreanna a ndearnadh dochar dóibh | 832 |
| Míreanna a tháinig go déanach | 1,708 |
| Bailiú nó seachadadh poist: | |
| *Am seachadta* | 358 |
| *Teip ó thaobh seachadadh laethúil a dhéanamh ar theach nó ar áitreabh* | 294 |
| *Teipeanna ó thaobh amanna bailithe* | 2 |
| Mísheachadadh | 209 |
| Rochtain ar fhaisnéis seirbhísí custaiméara | 5 |
| Gearríoc poist | 95 |
| Táillí do phost aonphíosa/scéimeanna lacáiste agus coinníollacha | 1 |
| Athrú seoladh (Atreorú) | 6 |
| Iompar agus cumas phearsanra poist | 38 |
| Mar a dheighleáiltear le gearáin | 5 |
| Eile (nach bhfuil áirithe thuas) | 4,796 |
| Iomlán | 29,986 |

Áirítear sa bhfigiúir iomlán gearáin faoi mhíreanna cláraithe, ar 5,559 a líon.

I 2008, sheoil An Post 'Ag Réiteach na Faidhbe – ag Freagairt do Ghearáin' a thugann sonraí faoi nósanna imeachta An Post chun Gearáin agus Aighneas a Réiteach, agus rineadh dáiliúchán náisiúnta air.

### Faisnéis Bhreise

Tá faisnéis bhreise faoi na seirbhísí a sholáthraíonn An Post ar fáil ach glaoch a chur ar Seirbhísí Custaiméara An Post ar Ghlao Sábhála 1859 1850 57 58, ar ríomhphost ag customer.services@anpost.ie, nó trí dhul isteach chuig d'oifig poist áitiúil.

### Ár Bhfís

## Is gné lárnach de rath ár ngnó í an inmharthanacht; seirbhísí ardchaighdeáin inacmhainne a sheachadadh, agus ómós a thabhairt do na pobail agus don timpeallacht ina mbímid ag obair.

Is croíluach dár gcuid é an prionsabal seo agus treoraíonn sé ár gcaidreamh leanúnach le custaiméirí, fostaithe agus soláthróirí agus léiríonn sé ár dtiomantas dó seo. In An Post is ionnan inmharthanacht agus tuiscint a bheith againn ar an gcaoi a mbíonn luach gnó á thiomáinte ag saincheisteanna timpeallachta, sóisialta agus eacnamaíocha.

Dar linne is gnó inmharthanach an gnó a théann níos faide ná géilliúlacht agus maolú riosca chun sochair airgeadais a bhaint as tionchar sóisialta agus timpeallachta na n-oibriúchán gnó a fheabhsú. Creidimid chomh maith go bhfeabhsaíonn gnólachtaí inmharthanacha a seasamh fadtéarmach iomaíoch trí fheabhas leanúnach a dhéanamh ar a dtáirgí, a bpróisis, a samhlacha gnó, agus a íoslaghdaíonn éilimh ar acmhainní dá réir.

In An Post is ionnan inmharthanacht agus tuiscint a bheith againn ar an gcaoi a mbíonn luach gnó á thiomáinte ag saincheisteanna timpeallachta, sóisialta agus eacnamaíocha.

### Cad a d'éirigh linn a dhéanamh i 2008?

I rith na bliana 2008 rinneadh measúnú ar staid reatha ár ngníomhaíochta ar fud an láthair oibre, sa mhargadh agus sna pobail ina mbímid ag feidhmiú, agus rinneadh mionscrúdú freisin ar na cineálacha tionchair atá againn ar an timpeallacht. D'aithníomar chomh math gníomhaíochtaí reatha Inmharthanachta agus a bhfeidhmíoicht agus cé go bhfuil achar fada le taisteal againn fós, d'aithníomar réimsí tosaíochta ina bhfuil deiseanna suntasachta, go háirithe maidir le fuinneamh i bhfoirgnimh, loighistic agus flít, táirgí agus seirbhísí agus soláthar.

Rinneadh fís agus straitéis a fhorbairt don Inmharthanacht in An Post, lena n-áirítear treoirphrionsabail agus príomhréimsí deiseanna. Rinneadh léarscáil fheidhmíochta a fhorbairt chomh maith chun na príomhghníomhaíochtaí a chuirfidh ar ár gcumas an straitéis seo a fhorfheidhmiú.

### Comhshaol

Tá sé d'aidhm againn cur chuige struchtúrtha córasach a chur ar bun ar son bainistiú a dhéanamh ar ár dtionchar comhshaoil.

## Tugaimid tús áite thar aon rud eile do chláir a fhorfheidhmiú chun tomhaltas breosla agus fuinnimh a laghdú ar fud an ghnó.

Bhí agus tá ról gníomhach ag An Post i mórthograí atá eagraithe ag an gCorparáid Idirnáisiúnta Poist le mórán Riarthóirí Poist eile. Tá an tionscadal seo deartha chun an mhéadracht a úsáidfear chun ár n-astuithe Carbóin a thuairisciú mar chuid de thuarascáil earnálach a fhoilseofar níos déanaí i mbliana le linn na Comhdhála um Athrú Aeráide i Rotterdam. Áirítear i measc ár gcuid iarrachtaí chun ár dtionchar ar an gcomhshaol a íoslaghdú optamú tomhaltú ábhar, an méid taistil gnó a dhéantar a laghdú trí rialú bainistíochta agus físchomhdháil a shuiteáil in ionaid éagsúla ar fud na tíre. Cuireadh tús le togra bainistiú agus athchúrsáil dramhaíle inár gceanncheathrú agus bhí an-rath air. Roinneadh an dramhaíl idir páipéar, ábhar inathchúrsála lena n-áirítear dramhaíl phlaisteach agus ghinearálta, cartchlár a bhurláir agus ábhar inathchúrsála a sheoladh chuig ionaid atá faomhaithe ag an nGníomhaireacht um Chaomhnú Comhshaoil. Tá an cur chuige seo i bhfeidhm anois i 13 ionad ar fud na tíre.

**Loighistic agus Flít**

Táimid ag tabhairt faoin gcóras iomlán bainistiú flíte atá againn ar fud na tíre faoi láthair; táimid ag súil go mbeidh sochair shuntasacha le gnóthú as an togra seo ó thaobh faisnéis bhainistíochta, éifeachtacht bhreosla, cláir chothabhála feithiclí a bheith níos fearr agus níos táirgiúla, agus úsáid flíte. Mar chuid dár straitéis soláthair chomh maith tá measúnú ar bhreosla agus ar astú $CO_2$ áirithe sa mheasúnú ar fheithiclí. Tá sé beartaithe againn clár breise oiliúna a thosú do thiománaithe; méadóidh an tionscadal seo feasacht na dtiománaithe agus éifeachtacht bhreosla chomh maith. I measc na dtograí flíte eile tá teileamaitic, optamú bealaí agus sceidealú bealaí.

**Fuinneamh i Bhfoirgnimh**

## Tá éifeachtacht fuinnimh agus costais baint eamach againn i líonra Aonad an tSeirbhís Seachadta trí bhainistiú a dhéanamh ar chumhacht agus ar fhóntais agus trí bhraiteoirí gluaisne agus solas lae a shuiteáil.

Ceapadh soláthróir aonair don ola téamh lárnach le linn na bliana 2008; beifear in ann bainistiú níos fearr a dhéanamh ar úsáid fuinnimh dá bharr seo. Bhí tograí suntasacha chun fuinneamh a shábháil áirithe sa chlár tógála a bhain lenár gclár chun Caighdeán na Seirbhíse a fheabhsú, lena n-áirítear uasghrádú ar chórais teasa, solais agus aerála, maraon le hinsliú agus gloiniú dúbailte a shuiteáil.

Is sampla beag eile den chur chuige seo suiteáil ghlúin nua triomaitheoirí lámha i roinnt de láithreacha na cuideachta. Tá scagairí ardéifeachta sláinteacha ag na triomaitheoirí seo. Tá am triomaithe níos gaiste acu chomh maith, úsáideann siad 83% níos lú fuinnimh ná na gnáth-throimaitheoirí agus baineann siad amach an gá do shruthanna páipéir dramhaíle agus do ghlanadh tuáillí láimhe.

Tá córas píolótach bainistiú uisce tosaithe agus á fhorfheidhmiú i láithreacha éagsúla de chuid na cuideachta i mBaile Átha Cliath. Tá na torthaí tosaigh an-sásúil. In Aonad Seirbhís Seachadta amháin i mBaile Átha Cliath, tá 15,000 líotar uisce á shábháil in aghaidh na seachtaine.

### Áit Mhargaidh
D'fhéadfadh ár margadh deiseanna a thabhairt do An Post chun ioncaim a mhéadú agus tuilleadh neartú a dhéanamh ar an láithreacht láidir atá againn cheana féin.

**Táirgí agus Seirbhísí Nua**
Tá fiosrú gníomhach á dhéanamh ar roghanna ar nós Post hibride, bainistiú cáipéisí, seirbhísí ísealcharbóin, seirbhísí glacadh ar ais agus táigí athchúrsáilte agus inathchúrsáilte. Beidh orainn a aithint i gcónaí go mb'fhéidir nach mbeadh custaiméirí sásta breis a íoc fiú má theastaíonn uathu go gcuirfimis táirgí agus seirbhísí ar fáil a laghdóidh ár dtionchar comhshaoil.

**Soláthar Inmharthanach**
Tá dul chun cinn déanta againn sa réimse seo agus leanfar ar aghaidh leis. Le haghaidh gach tairiscint os cionn €50,000, nó mór don tairgeoir faisnéis a sholáthar faoina gcur chuige i leith na hInmharthanachta agus déantar measúnú orthu dá réir. I rith na bliana atá romhainn beidh earnálacha tábhachtacha seirbhísí táirgí agus soláthróirí á n-aithint againn agus measúnú á dhéanamh ar na réimsí is féidir linn a fheabhsú d'fhonn a chinntiú go mbeidh an soláthar inmharthanach neadaithe sa réimse seo dár ngnó. Tá an togra seo á thiomáinte ag dhá phríomhthoisc: rioscaí sa slabhra soláthair a mhaolú agus sochair airgeadais níos láithrí a fhíorú ar fud na heagraíochta.

### Pobal
Is beag eagraíocht a bhfuil an oiread teagmhála aige leis an phobal agus atá ag An Post. Bíonn ár gcuid feithiclí agus ár bhfostaithe le feiceáil gach lá i ngach baile fearainn, baile agus cathair sa tír agus iad i mbun a gcuid dualgaisí. Éilíonn an Oibleagáid Seirbhíse Uilíche, a bhfuil An Post ina sholáthróir ainmnithe de, orainn seachadadh a dhéanamh chuig gach áitreabh cúig lá sa tseachtain agus breathnaímid ar seo mar cheann dár gcroíchumais. Is iomaí tuairisc a thugtar faoi dhóigheanna ina dtéann ár gcuid Fir agus Mná Phoist níos faide ná mar atá de dhualgas orthu chun caighdeán na beatha a fheabhsú don oiread sin daoine.

Soláthraíonn ár Líonra Oifigí Poist seirbhísí i gceantair inar thit an daonra agus athruithe suntasacha in iompar siopadóireachta agus gnó agus inar dúnadh a lán gnólachtaí sa chomharsanacht dá bharr sin. Táimid tiomanta i gcónaí don líonra is mó is féidir a choinneáil agus le déanaí d'fhógraíomar go bhfuil sé ar intinn againn infheistíocht mhór a dhéanamh chun uathoibriú na n-ionad sin a chur i gcrích i gcomhthéacs straitéise leathan chun an líonra uathúil seo a fhorbairt.

Is fíor chomh maith go mbíonn ról tábhachtach ag go leor d'fhostaithe An Post ina bpobail áitiúla, fíric a treisíodh nuair a thairg timpeall 60 duine a bheith ina dteagascóirí nuair a d'fhógair an Chuideachta a Chlár Feasacht Litearthachta. Leis an togra seo d'fhreagair timpeall 10,000 duine don bhfeachtas náisiúnta fógraíochta a bhí againn chun rochtain a fháil ar fhoghlaim bhreise.

**Leanfaimid orainn ag déanamh monatóireachta ar léargais agus ar ionchais ár bPáirtithe Leasmhar agus ag cur athruithe i bhfeidhm sa gcaoi a bhfeastailímid orthu mar is cuí.**

### An Láthair Oibre

Tá infheistíocht mhór déanta ag an gCuideachta i bhforbairt leanúnach ghairmiúil na foirne. Dearadh clár forbairt chinnireachta atá dírithe ar thorthaí, agus cuireadh tús leis le linn na bliana 2008, atá dírithe ar an bhainistíocht shinsir agus lárnach a oiliúint chun an eagraíocht a threorú go rathúil isteach sa mhargadh iomaíoch léirscaoilte go hiomlán a bheidh ann ó 2011 ar aghaidh. Tá infheistíocht leanúnach á dhéanamh chomh maith faoi chláir chuí oilliúna agus forbartha don bhainistíocht, don riarachán agus don bhfoireann oibriúchán tosaigh.

Is réimsí tábhachtacha fócais iad tinreamh ag obair maille le Sláinte agus Sábháilteacht agus is amhlaidh a bheidh sa todhchaí. Mar a tuairiscíodh cheana, tá neamhláithreacht ghearrthéarmach agus fhadtéarmach i rith na bliana laghdaithe againn de thoradh fócas costais agus chomhoibrú na foirne.

Cuireann an tAcht Míchumais, 2005 de dhualgas ar eagraíochtaí poiblí a chintiú go mbíonn a gcuid foirgneamh agus seirbhísí poiblí, a oiread agus is indéanta, inrochtaine do dhaoine le míchumais. Tá na réimse d'fhoirgnimh a bhfuil rochtain ag an bpobal orthu go háirithe le bheith inrochtaine faoin mbliain 2015 ar a dhéanaí. Ar an iomlán, tá An Post ag baint amach a chuid tiomantais ó thaobh rochtaine faoin Acht.

Tá formhór na n-oifigí poist á n-oibriú ar bhonn conradh ag máistrí agus máistreásaí poist atá ceaptha ag An Post agus níl sé de chumas ag an gCuideachta iachall a chur orthu athruithe a dhéanamh ar a n-áitribh. Tá teagmháil déanta ag an gCuideachta leo go léir áfach; cuireadh ar an eolas iad faoi riachtanais an Achta Míchumais; agus spreagadh iad chun tabhairt faoi aon fhadhb a bheadh ar a n-áitreabh. Éilíonn gach conradh nua ar an máistir nó ar an máistreás poist áitreabh inrochtana a sholáthar. Chomh maith leis sin, suiteáladh closchóras lúb ionduchtúcháin i 47 oifig poist i 2008 mar chabhair dóibh siúd le fadhbanna éisteachta. Leathnófar an clár seo amach i 2009.

### Bunathrú

## Tá sé i gceist againn chomh maith go mbeifear in ann an Inmharthanacht a úsáid chun giaráil bhreise a thabhairt do chlár oibre bunathraithe na Cuideachta agus chun tacú le hathrú cultúir.

Creidimid gur féidir leis seo tarlú trí staid iomaíoch An Post a fheabhsú mar ullhúchán don liobrálú, trí chostais oibriúcháin a laghdú, ioncaim incriminteacha a thiomáint trí chaidreamh níos láidre le custaiméirí agus le páirtithe leasmhara agus trí na fostaithe a spreagadh.

Cuirfidh an cur chuige seo ar ár gcumas an tionchar mór dearfach atá againn cheana féin ar shochaí agus ar chomhshaol na hÉireann a fheabhsú. Chun na sochair seo a fhíorú, tá sé beartaithe ag An Post samhail comhtháite Inmharthanachta a fhorfheidhmiú a bheidh oiriúnaithe dá ghnó agus dá oibríochtaí bunúsacha. Tá próiseas tosaithe ag an gCuideachta chun córais agus próisis a bhunú atá riachtanach chun tuairisc chruinn a thabhairt faoinár bhfeidhmíocht maidir leis na ceithre phríomhréimse thuasluaite Comhshaol, Áit Mhargaidh, Pobal agus an Láthair oibre agus táimid ag tnúth leis na sonraí seo a fhoilsiú sna blianta atá romhainn.

**Thug an tSeirbhis Stampshanais ómós do 25 ábhar i 2008 nuair a d'eisigh siad 43 stampa speisialta agus comórtha. I measc na mbuaicphointí go léir sa chlár stampaí bhí Sraith 2008 na hÉireann, a rinne comóradh ar shaothar Paul Henry le samplaí dá thírdhreacha samhaltacha i gceithre stampa se tenant agus eagrán ceithre stampa "Filmed in Ireland" leagtha amach mar stiallacha scannán le léiriú de cheithre mhórscannán a rinneadh sa tír.**

Rinneadh roinnt rudaí den chéad uair i Seirbhís Stampshanais na hÉireann i 2008, lena n-áirítear sraith de dhá stampa ciorcalach féinghreamaitheach do "Bhliain Phlainéad an Domhain" a bhí deartha ag Richard Chaney agus bunú Ionaid Seirbhisí Poist i láithreacha éagsúla agus eisíodh stiall de cheithre lipéad 55c chomh maith.

I measc na n-eisiúintí suntasacha eile bhí ceann do Chluichí Oilimpeacha Beijing a bhí deartha ag Graham Knuttel, an dara sraith de Cheol na hÉireann agus comheagrán le Seirbhis Poist na Spáinne, Correos dar teideal "Damhsa Coitianta".

Eisíodh stampa nua féinghreamaitheach de ráta Non Value Indicator "NVI" i mí na Nollag ón Séú Sraith Dheifnídeach, dar teideal "Bláthanna Fiáine na hÉireann" le Caillíchín na Trá mar théama agus den chéad uair baineadh úsáid as na clódóirí Meiriceánacha Ashton Potter.

Chomh maith le stampa bliantúla speisialta, comórtha agus deifnideacha, d'eisigh an tSeirbhís Stampshanais sé Mhionduillleog, dhá Leabhrán Ardghradaim do "Shraith na hÉireann – Tirdhreacha Paul Henry" agus "Filmed in Ireland" agus duillleoigín le heagrán teoranta do "Bhliain Idirnáisiúnta Phlainéad an Domhain."

Clóbhualadh táirgí éagsúla bliantúla chomh maith, lena n-áirítear Pacáiste Bliana agus bailiúchán Clúdaigh Céad lá. Foilsíodh bliainiris Stampaí na hÉireann arís leis an gcaighdeán is airde deartha agus íomháiochta le léargas a thabhairt ar gach eagrán ón chlár bliantúil, le heagrán caighdeánach agus eagrán galánta.

**Is cúis áthais do na stiúrthóirí an cúigiú Tuarascáil Bhliantúil agus fiche maraon le ráitis iniúchta airgeadais an Ghrúpa don bhliain dar críoch an 31 Nollaig, 2008, a chur i láthair i gcomhlíonadh a gcuid dualgas faoi Achtanna na gCuideachtaí, 1963 go 2006.**

### 1. An Grúpa agus a Phríomhghníomhaíochtaí

Feidhmíonn an Chuideachta seirbhís náisiúnta poist agus seirbhís tarchur airgid agus cuireann sí seirbhísí gníomhaire ar fáil do Ranna Rialtais, do Ghníomhaireacht Bainistíochta an Chisteáin Náisiúnta, do Chuideachta an Chrannchur Náisiúnta, do Postbank Ireland Limited agus do chuideachtaí eile. Is páirtí comhfhiontair í an Chuideachta freisin i Postbank Ireland Limited.

Tá gnáthscair amháin ag an Aire Airgeadais agus tá an chuid eile den scairchaipiteal eisithe i seilbh an Aire Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha.

Tugtar sonraí faoi na gníomhaíochtaí a dhéanann fo-fhiontair, fiontair chomhlachaithe agus comhfhiontair, maraon leis an bhfaisnéis a éilítear in Alt 158 d'Acht na gCuideachtaí, 1963, i nóta 24 do na ráitis airgeadais.

### 2. Torthaí

Tugtar sonraí faoi thorthaí na bliana sa chuntas comhdhlúite brabúis agus caillteanais ar leathanach 49 agus sna nótaí a ghabhann leis na ráitis airgeadais. Níl sé á mholadh ag na stiúrthóirí go n-íocfaí díbhinn don bhliain.

### 3. Athbhreithniú Gnó

€31.2m de bhrabús oibriúcháin a bhí ann don bhliain, le corrlach oibriúcháin de 3.7%, i gcomparáid leis an toradh €29.1m (3.3%) a baineadh amach i 2007. Thit an láimhdeachas i rith na bliana go €850.0m mar gheall ar dhiúscairt fho-chuideachtaí i 2007 agus an dúshlán a bhí ann do mhéid an phoist ó na cúinsí athruithe eacnamaíochta agus tá an treocht seo ag leanúint ar aghaidh sa bhliain reatha. Bhí brabús €33.2m ag an nGrúpa tar éis cánach. Bhí tionchar ag meath na margaí airgeadais ar luach sócmhainní an scéim phinsin agus bhí caillteanais achtúireacha de €486.6m ag pleananna iarfhostaíochta. Bhí riocht glan dliteanas de €198.5m ag an nGrúpa ar an 31 Nollaig 2008 dá thoradh seo i gcomparáid le glansócmhainní de €254.8 ar an 31 Nollaig 2007. Áirítear dliteanas pinsin de €582.3m (2007: €114m) sna figiúirí seo, tá tuilleadh sonraí ar fáil i nóta 18.

Áirítear an t-eolas a éilítear i Rialachán 37 de Rialacháin na gComhphobal Eorpacha (Cuideachtaí: Cuntais Ghrúpa), 1992, sa bhfaisnéis atá ar fáil ar leathanaigh 6 go 17.

Tugann na stiúrthóirí agus an lucht bainistíochta aird ar réimse de phríomhtháscairí feidhmíochta (PTF) chun monatóireacht a dhéanamh ar fheidhmíocht, agus iad seo a leanas san áireamh:

| PTF | Feidhmíocht i 2008 | Feidhmíocht i 2007 |
|---|---|---|
| **Airgeadas** | | |
| Brabús oibriúcháin mar % den láimhdeachas | 3.7% | 3.3% |
| Costais foirne agus máistrí poist mar % den láimhdeachas | 70.5% | 68.6% |
| Costais eile oibriúcháin mar % den láimhdeachas | 25.9% | 28.1% |
| Glan insreabhadh airgid ó ghníomhaíochtaí oibriúcháin | €44.4m | €84.4m |
| **Foireann** | | |
| Meánchóibhéis lánaimseartha | 10,970 | 11,054 |
| **Gnó Poist** | | |
| Innéacs croí-ioncaim ó litreacha | (2.1%) | 2.3% |
| Caighdeán na seirbhíse (náisiúnta) – píosa tosaíochta poist aonair a seachadadh an lá dar gcionn* | 79% | 77% |
| **Gnó Miondíola** | | |
| Bearta leasa sóisialta | 36.4m | 35.8m |
| Bearta íoc billí | 24.5m | 24.8m |
| Díolachán ceadúnais teilifíse (mílte) | 1,430k | 1,407k |
| Táirgí Infheistíochta – glan insreabhabh/(eis-sreabhadh) ciste | €611m | €(2m) |
| Banc Taisce an Phoist – glan insreabhadh/(eis-sreabhadh) ciste** | €456m | €(249m) |
| Buirgléireacht agus robálacha – líon na dteagmhas | 60 | 51 |
| **Seirbhís do Chustaiméirí** | | |
| Gearáin i scríbhinn | 29,986 | 31,546 |
| Fiosrúcháin ar an teileafón | 351,679 | 304,980 |

* Figiúirí de réir ComReg Monitor.
** Eis-sreafaí SSIA de €330m sa bhliain 2007.

De réir an cheanglais ainilís a dhéanamh ar na príomhrioscaí agus na neamhchinnteachtaí atá roimh fhorbairt an Ghrúpa agus na Cuideachtaí, aithníodh na nithe seo a leanas:

- cúinsí ginearálta eacnamaíochta;
- an gá atá le cláir athraithe aontaithe a fhorfheidhmiú go hiomlán;
- bagairtí iomaíocha ar ioncam ó phoist;
- praghsanna dóthanacha a bhaint amach ar son seirbhísí;
- an gá atá le caighdeán na spriocanna seirbhisí a bhaint amach agus a chothabháil;
- caillteanas ionchasach seirbhisí suntasacha gníomhaireachta;
- na socruithe maidir le rochtain iarmhartach ar sheirbhísí poist;
- teip i ndáil le saincheisteanna caidreamh tionsclaíocha a réiteach trí na próisis aontaithe, agus
- rathúlacht PostBank Ireland Limited.

Tá anailís déanta ag na stiúrthóirí ar na rioscaí seo agus ar rioscaí eile agus tá cláir oiriúnacha curtha ar bun chun bainistiú agus rialú a dhéanamh ar na rioscaí seo. Leagann an Ráiteas Rialachais Chorparáidigh ar leathanaigh 33 go 39 amach na beartais agus an cur chuige maidir le rioscaí agus na nósanna imeachta agus na freagrachtaí inheánacha a bhaineann leo.

### 4. Na Stiúrthóirí, an Rúnaí agus a gCuid Leasanna

Rinneadh na hathruithe seo a leanas i gcomhdhéanamh an Bhoird ó dháta thuarascáil na stiúrthóirí roimhe seo:
John Quinlivan, Uasal, scoir ar an 8 Bealtaine 2008, athcheapadh é ar an 24 Meitheamh, 2008
* Patrick Compton, Uasal, scoir ar an 31 Deireadh Fómhair, 2008, athcheapadh é ar an 1 Samhain, 2008
* Jerry Condon, Uasal, scoir ar an 31 Deireadh Fómhair, 2008, athcheapadh é ar an 1 Samhain, 2008
* Patrick Davoren, Uasal, scoir ar an 31 Deireadh Fómhair, 2008, athcheapadh é ar an 1 Samhain, 2008
Thomas Devlin, Uasal, scoir ar an 31 Deireadh Fómhair, 2008
Terry Kelleher, Uasal, scoir ar an 31 Deireadh Fómhair, 2008
* Paddy Costello, Uasal, ceaptha ar an 1 Samhain, 2008
* Gerry O'Toole, Uasal, ceaptha ar an 1 Samhain, 2008
James Hyland, Uasal, scoir ar an 10 Nollaig, 2008, athcheapadh é ar an 11 Nollaig, 2008

** ceaptha chuig an mBord de réir na nAchtanna um Rannpháirtíocth Oibtithe (Fiontair Stáit), 1977 go 1993.*

Ní raibh leas ar bith i scaireanna ná in mbintiúirí na Cuideachta ná aon chuideachta sa Ghrúpa ag tús na bliana (nó ag an dáta ceapacháin má bhí níos déanaí) ná ag deireadh na bliana (2007: Tada).

### 5. Fostaithe

Is fostóir comhdheiseanna é an Grúpa. Breithnítear gach iarratas ar fhostaíocht go hiomlán agus go cóir, tugtar aird chuí ar infheidhmeacht agus ar chumas an duine agus ar riachtanais an phoist a bhíonn i gceist. Caitear le gach duine ar gcaoi chéanna ó thaobh oiliúna, forbairt ghairme agus ardú céime. Rinne An Post suirbhé míchumais ar gach fostaí i rith na bliana agus is féidir a dheimhniú go sáraíonn fostaíocht daoine le míchumais an sprioc de 3% a leagadh amach faoin Acht um Mhíchumais, 2005.

Tá an Grúpa tiomanta do na caighdeáin sábháilteachta agus cleachtais sláinte is airde chun riachtanais an Acht um Shábháilteacht, Sláinte agus Leas ag an Obair, 2005, agus riachtanais sa todhchaí, a chomhlíonadh. Déanann an Bhainistíocht Sláinte agus Sábháilteachta comhordú ar na beartais atá imlínithe i Ráiteas Sábháilteachta an Ghrúpa, atá deartha chun áit oibre agus córas oibre sábháiltea a chinntiú d'fhostaithe ar fud an Ghrúpa.

### 6. Íoc Pras Cuntas

Is é beartas An Post riachtanais na reachtaíocht ábhartha maidir le híoc pras cuntas a chomhlíonadh. Is iad gráth-théarmaí an Ghrúpa maidir le creidmheas a ghlacadh, mura sonraítear a mhalairt i socraithe sonracha conartha, ná 30 lá. Tá rialuithe inmheánacha cuí ann, lena n-áirítear róil agus freagrachtaí atá sainmhínithe go soiléir agus tuairisciú agus athbhreithniú míosúil ar chleachtais íocaíochta. Tugann na nósanna imeachta seo dearbhú réasúnta nach bhfuil absalóideach in aghaidh neamhghéilliúntas ábhartha do na rialacháin.

### 7. Taifid Chuntasaíochta

Trí fhoireann chuntasaíochta le saineolas cuí a fhostú agus acmhainní dóthanacha a sholáthar don fheidhm airgeadais, creideann na stiúrthóirí go bhfuil riachtanais Alt 202 d'Acht na gCuideachtaí, 1990 maidir le leabhair chuntais comhlíonta acu. Coinnítear leabhair chuntais na Cuideachta ag Ard-Oifig an Phoist, Sráid Uí Chonaill, Baile Átha Cliath 1.

### 8. Iniúchóirí

De réir Alt 160(2) d'Acht na gCuideachtaí, 1963, leanfaidh an t-iniúchóir, KPMG, Cuntasóirí Cairte, de bheith in oifig.

**Thar ceann an Bhoird**
**John Fitzgerald** Cathaoirleach
**Donal Connell** Stiúrthóir
*19 Márta, 2009*

**Is tosaíocht leanúnach ag stiúrthóirí An Post é ardchaighdeáin a choinneáil do rialachas corparáideach. Agus beartas don rialachas corparáideach á fhorbairt, theastaigh ón mBord éifeacht a thabhairt don Chód Cleachtais do Rialachas Comhlachtaí Stáit, arna eisiúint ag an Roinn Airgeadais, agus do phríomhphrionsabail agus do phrionsabail tacaíochta an rialachais chorparáidigh mar atá imlínithe i gComhchód 2006 arna eisiúint ag Comhairle Tuairiscithe Airgeadais na Ríochta Aontaithe. Cé nach bhfuil baint dhíreach ag forálacha an Chomhchóid ach le cuideachtaí liostaithe, creideann an Bord go gcuidíonn a bhfeidhmiú, nuair is cuí, leis An Post i gcomhlíonadh an chleachtais is fearr don rialachas corparáideach.**

Tá na stiúrthóirí freagrach do na scairshealbhóirí as an dearialachas corparáideach agus tugann an tuarascáil seo aghaidh ar an gcaoi a gcuirtear an Cód Cleachtais do Rialachas Comhlachtaí Stáit agus príomhphrionsabail agus prionsabail thacaíocht an Chomhchóid i bhfeidhm in An Post.

### An Bord

Is é an Bord Stiúrthóirí a rialaíonn an Grúpa. Is iad príomhrólanna an Bhoird maoirsiú a dhéanamh ar oibriúchán an Ghrúpa, cinnireacht a sholáthar, cuspóirí straitéiseacha a fhaomhadh agus a chinntiú go gcuirtear na hacmhainní airgeadais agus eile atá riachtanach ar fáil ionas gur féidir na cuspóirí sin a bhaint amach. Tagann an Bord le chéile uair sa mhí agus fágtar cinntí faoi ábhair áirithe faoin mBord go sonrach.

Áirítear ar na freagrachtaí sonracha a fhágtar faoin mBord: straitéis an Ghrúpa a shocrú agus buiséad bliantúil agus teilgin mheántéarma a cheadú; feidhmíocht oibriúcháin agus feidhmíocht airgeadais a athbhreithniú; mórchaiteachas caipitil a cheadú; córais rialaithe airgeadais agus bainistithe rioscaí an Ghrúpa a athbhreithniú; a chinntiú go bhfuil pleananna forbartha bainistíochta agus pleananna comharbais cuí ann; feidhmíocht chomhshaoil, sláinte agus sábháilteachta an Ghrúpa a athbhreithniú; ceapachán Rúnaí na Cuideachta a cheadú; agus a chinntiú go mbeidh idirphlé sásúil á dhéanamh leis na scairshealbhóirí.

Tá na freagrachtaí seo a leanas tarmligthe ag an mBord chuig an mbainistíocht: pleananna straitéiseacha le haghaidh breithniú an Bhoird, a léiríonn cuspóirí agus tosaíochtaí níos fadtéarmaí arna mbunú ag an mBord a fhorbairt agus a mholadh; straitéisí agus beartais an Ghrúpa, arna gcinneadh ag an mBord, a fheidhmiú; monatóireacht a dhéanamh ar thorthaí oibriúcháin agus airgeadais in aghaidh pleananna agus buiséid; tosaíocht a thabhairt do leithdháileadh acmhainní teicniúla agus acmhainní daonna; agus córais bhainistiú rioscaí a fhorbairt agus a fheidhmiú.

### Ról an Chathaoirligh agus an Phríomhfheidhmeannaigh

Is é an Cathaoirleach a stiúrann an Bord lena straitéis a chinneadh agus lena chuspóirí a bhaint amach. Tá an Cathaoirleach freagrach as gnó an Bhoird a eagrú, éifeachtacht an Bhoird a chinntiú agus clár oibre an Bhoird a leagan amach. Áisíonn an Cathaoirleach obair éifeachtach gach stiúrthóra agus caidreamh úsáideach idir an stiúrthóir feidhmeannach agus na stiúrthóirí eile, cinntíonn go bhfaigheann stiúrthóirí faisnéis chruinn, thráthúil, agus shoiléir agus bainistíonn sé cumarsáid éifeachtach le scairshealbhóirí.

Tá an Príomhfheidhmeannach i gceannas an Ghrúpa go díreach, ar bhonn lá go lá, agus tá sé freagrach as feidhmíocht airgeadais agus oibriúcháin an Ghrúpa.

### An Stiúrthóir Neamhspleách Sinsearach

Bhreithnigh an Bord an cheist maidir le comhalta dá gcuid, sa bhreis ar an gCathaoirleach a ainmniú ina Stiúrthóir Neamhspleách Sinsearach, ach creideann an Bord i gcónaí, nach bhfuil an moladh seo de chuid an Chomhchóid infheidhme i bhfianaise struchtúr dlíthiúil An Post.

### Stiúrthóirí agus Neamhspleáchas na Stiúrthóirí

Is é an tAire Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha a cheapann gach stiúrthóir don Bhord agus leagtar amach na coinníollacha a bhainfidh lena gceapacháin agus a dtáillí i scríbhinn. Déantar fostaithe a thoghadh mar stiúrthóirí de réir na nAchtanna um Páirteachas Lucht Oibre (Fiontair Stáit) 1977 go dtí 1993 ar feadh téarma ceithre bliana.

Déantar máistir poist a thoghadh mar stiúrthóir de réir alt 81 den Acht Seirbhísí Poist agus Teileachumarsáide, 1983 ar feadh téarma trí bliana. Ceapfar na stiúrthóirí eile ar fad ar feadh téarma buan, téarma cúig bliana de ghnáth.

Tá cúigear déag stiúrthóirí ar an mBord, mar atá: An Príomhfheidhmeananch, cúigear fostaí mar stiúrthóirí, máistir poist amháin agus ochtar stiúrthóirí nach feidhmeannaigh iad. Tugtar ainmneacha agus sonraí beathaisnéise na stiúrthóirí ar leathanaigh 4 agus 5. Níl post an Chathaoirligh agus an Phríomhfheidhmeannaigh ag an duine céanna. Mar gheall ar a stádas mar Chuideachta faoi úinéireacht iomlán an Stáit agus freagracht a príomhscairshealbhóra ó thaobh ceapadh stiúrthóirí, creideann an Bord nach bhfuil na critéir a bhíonn in úsáid le neamhspleáchas stiúrthóirí cuideachta atá liostaithe a bhreithniú oiriúnach d’imthosca An Post. Dá thoradh sin, níl meastóireacht déanta ag an mBord ar neamhspleáchas na stiúrthóirí in aghaidh na gcritéar atá leagtha amach i gComhchód 2006.

Éilíonn an Comhchód 2006 ar an gCathaoirleach cruinnithe a thionól leis na stiúrthóirí neamhfheidhmiúcháin gan an stiúrthóir feidhmiúcháin a bheith i láthair. Tá nósanna imeachta foirmeáilte ag an mBord maidir leis seo.

Tá sé de cheart ag na Stiúrthóirí a chinntiú go ndéantar taifead i miontuairiscí an Bhoird ar aon ábhar ímní neamhréitithe a bheadh acu maidir le feidhmiú an Ghrúpa. Má bhíonn aon ábhar imní den sórt sin acu, féadfaidh siad, agus iad ag éirí as a bpost, ráiteas i scríbhinn a sholáthar don Chathaoirleach, le dáileadh ar an mBord.

Tabharfar rochtain ar chomhairle ghairmiúil neamhspleách do na stiúrthóirí, ar chostas an Ghrúpa, nuair a mheasfaidh na stiúrthóirí go bhfuil sin riachtanach chun a bhfreagrachtaí mar stiúrthóirí a chomhlíonadh.

### Forbairt Ghairmiúil

Nuair a cheapfar stiúrthóirí nua, beidh orthu uile a bheith páirteach i gclár insealbhaithe mar a bhfaighidh siad faisnéis faoin nGrúpa, faoi ról an Bhoird agus na hábhair a fhágtar faoin mBord le cinneadh, faoi théarmaí tagartha agus comhaltas an phríomh-Bhoird agus Coistí an Bhoird, faoi chleachtais agus nósanna imeachta rialachas chorparáideach an Ghrúpa, lena n-áirítear na freagrachtaí a tharmligtear chuig bainistíocht shinsearach an Ghrúpa, agus an fhaisnéis airgeadais is déanaí maidir leis an nGrúpa. Go hiondúil beidh cruinnithe forlíontacha acu freisin le feidhmeannaigh tábhachtacha sinsireacha. Beidh na stiúrthóirí á dtabhairt cothrom le dáta go leanúnach trí mhionteagaisc i scríbhinn agus trí chruinnithe a thionól le feidhmeannaigh shinsearacha, le linn a dtréimhse i seilbh oifige, maidir le gnó an Ghrúpa, na timpeallachtaí iomaíocha agus rialaithe ina bhfeidhmíonn sé, cúrsaí a bhaineann le freagracht chorparáideach shóisialach agus athruithe eile a mbeidh tionchar acu ar an nGrúpa agus an tionscal poist ina iomlán. Cuirtear stiúrthóirí ar an eolas freisin, nuair a cheapfar iad, i scríbhinn agus trí chruinnithe pearsanta le Rúnaí na Cuideachta, maidir lena bhfreagrachtaí agus oibleagáidí ó thaobh an dlí agus eile agus iad ina stiúrthóirí. Tabharfar cothrom le dáta iad chomh maith maidir le hathruithe ar riachtanais rialachais agus dlí an Ghrúpa agus orthu féin mar stiúrthóirí.

### Meastóireacht feidhmíochta

Tá próiseas foirmiúil glactha agus á fheidhmiú ag an mBord don mheastóireacht bhliantúil ar a fheidhmíocht féin agus ar a bpríomhChoistí. Creideann an Bord go mbeadh sé mí-oiriúnach aon mheastóireacht bhreise eile a thabhairt isteach ar stiúrthóirí aonaracha mar gheall ar an gcaoi a gceaptar stiúrthóirí, an struchtúr scairshealbhóireachta agus nósanna imeachta an Bhoird atá ann cheana.

### Rúnaí na Cuideachta

Is fostaí lánaimseartha de chuid An Post é Rúnaí na Cuideachta. Tá Rúnaí na Cuideachta freagrach as an mBord a chomhairliú ar na nithe rialachais ar fad tríd an gCathaoirleach. Tá rochtain ag gach stiúrthóir ar chomhairle agus seirbhísí Rúnaí na Cuideachta. Forálann Airteagail Chomhlachais na Cuideachta gur cúrsaí don Bhord iomlán iad Rúnaí na Cuideachta a cheapadh agus a bhriseadh as a phost.

### Faisnéis

Dáilítear tuarascálacha agus páipéir go rialta ar na stiúrthóirí, ar shlí thráthúil agus iad ag ullmhú do chruinnithe Boird agus Coistí. Bíonn faisnéis a bhíonn iarrtha go sonrach ag stiúrthóirí mar fhorlíonadh do na páipéir sin ó am go ham.

Faigheann na stiúrthóirí cuntais mhíosúla bainistíochta agus tuairiscí bainistíochta agus faisnéis rialta a chuireann ar a gcumas feidhmíocht an Ghrúpa agus feidhmíocht na bainistíochta a scrúdú i gcomparáid le cuspóirí atá aontaithe.

### Caidreamh le Scairshealbhóirí

Bíonn cumarsáid leanúnach maidir le saincheisteanna straitéiseacha, ag an mBord agus ag an mbainistíocht le scairshealbhóirí na Cuideachta. Tugann an Cathaoirleach agus an Príomhfheidhmeannach aiseolas don Bhord maidir le saincheisteanna a chuireann na scairshealbhóirí faoina mbráid. Go hiondúil freastalaíonn na stiúrthóirí ar fad ar an gCruinniú Ginearálta Bliantúil agus iarrtar ar scairshealbhóirí ceisteanna a chur i rith an chruinnithe agus casadh le stiúrthóirí nuair a bhíonn na himeachtaí foirmiúla críochnaithe.

### Rialú Inmheánach

Tá próiseas leanúnach ann chun na rioscaí suntasacha a thagann os comhair an Ghrúpa a aithint, a mheas agus a bhainistiú. Athbhreithníonn na stiúrthóirí an próiseas sin atá bunaithe ar an gComhchód Treorach do stiúrthóirí arna eisiúint ag an Institiúid Cuntasóirí Cairte i Sasana agus sa Bhreatain Bheag (Treoir Turnbull), go tréimhsiúil, agus bhí an próiseas i bhfeidhm ar feadh na tréimhse cuntasaíochta agus suas go dtí an dáta ar ceadaíodh na ráitis airgeadais.

De réir threoir choiste Turnbull, tá na stiúrthóirí freagrach as córas rialaithe inmheánaigh an Ghrúpa, ba chóir dóibh beartais chuí ar rialú inmheánach a leagan amach, dearbhú rialta a lorg a chuirfidh ar a gcumas a bheith sásta go bhfuil an córas ag feidhmiú go héifeachtach agus ba chóir dóibh a chinntiú go bhfuil éifeacht ag an gcóras rialaithe inmheánaigh maidir le rioscaí a bhainistiú ar an tslí atá ceadaithe acu. Tá córas den sórt sin leagtha amach chun rioscaí gnó a bhainistiú seachas deireadh a chur leo agus ní thugann an córas ach dearbhú réasúnta seachas dearbhú iomlán in aghaidh caillteanais nó mí-ráitis ábhartha.

Rinne na stiúrthóirí athbhreithniú leanúnach ar éifeachtacht chóras rialuithe airgeadais agus neamhairgeadais an Ghrúpa i rith 2008, lena n-áirítear rialuithe oibriúcháin agus comhlíonta, bainistiú riosca agus socruithe rialaithe inmheánaigh ardleibhéal an Ghrúpa. Áirítear measúnacht bainistíochta ar rialuithe inmhéanacha, dearbhú bainistíochta ar chothabháil rialuithe, tuairiscí ó na hiniúchóirí inmheánacha agus tuairiscí ó na hiniúchóirí seachtracha maidir le nithe a aithníodh le linn a gcuid oibre iniúchtareachtúil, ar na hathbhreithnithe sin.

Breathnaíonn an Grúpa ar bhainistiú cúramach riosca mar phríomhghníomhaíocht bainistíochta. Is príomhghné de gach gníomhaíocht é riosca gnó a bhainistiú chun deiseanna a sheachadadh. Déantar é sin trí úsáid a bhaint as creat oibre solúbtha simplí a sholáthraíonn slí mharthanach sheasmhach chun luachanna an Ghrúpa a fheidhmiú. Ba chóir go mbeadh tuiscint ar na rioscaí gnó sin, ar féidir leo a bheith ina rioscaí straitéiseacha, rioscaí oibriúcháin, rioscaí clúiteacha, rioscaí airgeadais nó rioscaí comhshaoil, agus ba chóir go mbeidís intuigthe agus infheicthe. Is é an comhthéacs gnó maidir le gach cás a chinneann an leibhéal riosca agus rialuithe inghlactha.

Tá an bhainistíocht freagrach as rioscaí shuntasacha a aithint agus a mheas agus as rialuithe inmheánacha cuí a leagan amach agus a fheidhmiú. Déantar measúnú ar na rioscaí sin, a thagann as foinsí éagsúla seachtracha agus inmheánacha, ar bhonn leanúnach. Tuairiscíonn an bhainistíocht chuig an mBord go rialta, ar na príomhbhunrioscaí sa ghnó agus ar an tslí a mbainistítear na rioscaí sin. Tuairiscíonn an bhainistíocht chuig an mBord freisin maidir le haon athruithe suntasacha ar ghnó an Ghrúpa agus ar aon rioscaí a bhaineann le hathruithe den sórt sin. Is cuid lárnach den timpeallacht rialaithe inmheánach é an próiseas a úsáidtear chun rioscaí lárnacha a aithint agus a bhainistiú.

Is iad seo a leanas na príomhnósanna imeachta a bhunaigh na stiúrthóirí ag féachaint do rialú inmheánach éifeachtach a sholáthar:

- Fócas soiléir ar chuspóirí gnó arna gcinneadh ag an mBord tar éis freagrachtaí reachtúla agus próifíl riosca gnó an Ghrúpa a bhreithniú.
- Struchtúr eagrúcháin sainmhínithe le línte freagrachta soiléire, tarmligean údarais, agus dualgais a dheighilt a leagfar amach chun timpeallacht rialaithe thairbheach a chothú.
- Próiseas bainistithe riosca a bhreithneoidh straitéis agus forbairt an ghnó i gcomhthéacs an phróisis bhliantúil buiséid agus pleananna airgeadais agus spriocanna feidhmíochta á socrú agus á n-athbhreithniú ag an mBord de réir chuspóirí foriomlána an Ghrúpa
- Córas rialaithe agus tuairiscithe a chinnteoidh go dtuairisceoidh gnólachtaí aonair chuig an mBord arbhonn leanúnach maidir lena gcuspóirí agus a ndul chun cinn chun iad a bhaint amach. Clúdaíonn an córas tuairiscithe feidhmíocht oibriúcháin agus airgeadais, tarlaíonn siad ar bhonn thráthúil agus cinnteoidh an córas go scrúdófar athraithis bhuiséadacha agus go ndéileálfar go pras leo.
- Feidhm iniúchta inmheánach a dhéanfaidh monatóireacht ar chomhlíonadh beartas agus éifeachtacht rialú inmheánach laistigh de ghnólachtaí an Ghrúpa. Díreofar oibriú na feidhme iniúchta inmheánaigh ar na réimsí is mó riosca don Ghrúpa.
- An Coiste Iniúchta agus Slándála, coiste ar leibhéal an Bhoird, a cheadóidh pleananna iniúchta inmheánaigh agus seachtracha agus a bheidh ag déileáil le saincheisteanna rialaithe suntasacha a thabharfaidh na hiniúchóirí inmheánacha agus seachtracha ar aird.

### Freastal ar chruinnithe an Bhoird, an Choiste Luach Saothair agus an Choiste Iniúchóireacht agus Slándála

Tionóladh deich gcruinniú Boird i rith na bliana dar críoch an 31 Nollaig, 2008 agus tá taifead tinrimh gach stiúrthóra leagtha amach sa tábla seo a leanas:

| Ainm | I dTeideal Freastal | D'fhreastail |
|---|---|---|
| John Fitzgerald | 8 | 8 |
| Patrick Compton | 10 | 9 |
| Jerry Condon | 10 | 10 |
| Donal Connell | 10 | 10 |
| Anne Connolly | 10 | 10 |
| Paddy Costello | 2 | 2 |
| Patrick Davoren | 10 | 9 |
| Louise English | 10 | 7 |
| Ciara Hurley | 10 | 10 |
| James Hyland | 10 | 6 |
| Brian McConnell | 10 | 10 |
| Gerry O'Toole | 2 | 2 |
| John Quinlivan | 9 | 8 |
| Alan Sloane | 10 | 9 |
| Catherine Woods | 9 | 8 |
| Thomas Devlin | 8 | 8 |
| Terry Kelleher | 8 | 4 |
| Margaret McGinley | 1 | 1 |
| Peter Wyer | 1 | 1 |

Tionóladh sé chruinniú den Choiste Luach Saothair i rith na bliana dar críoch an 31 Nollaig, 2008 agus tá taifead trinrimh gach stiúrtha a bhí i dteideal freastal leagtha amach sa tábla seo a leanas:

| Ainm | I dTeideal Freastal | D'fhreastail |
|---|---|---|
| John Fitzgerald | 5 | 5 |
| Donal Connell | 5 | 5 |
| John Quinlivan | 4 | 3 |
| Catherine Woods | 4 | 4 |
| Margaret McGinley | 1 | 1 |
| Peter Wyer | 1 | 1 |

Tionóladh cúig chruinniú den Choiste Iniúchóireachta agus Slándála i rith na bliana dar críoch an 31 Nollaig, 2008 agus tá taifead tinrimh gach stiúrthóra a bhí i dteideal freastal leagtha amach sa tábla seo a leanas:

| Ainm | I dTeideal Freastal | D'fhreastail |
|---|---|---|
| Louise English | 2 | 2 |
| Ciara Hurley | 5 | 5 |
| James Hyland | 5 | 4 |
| Patrick Davoren | 4 | 4 |

### Luach Saothar na Stiúrthóirí

Cinntear luach saothair an Phríomhfheidhmeannaigh de réir na nósanna imeachta arna n-eisiúint ag an Roinn Airgeadais, a chinneann luach saothair Phríomhoifigigh Feidhmiúchán na gComhlachtaí Tráchtála Stáit faoina coimirce agus tá luach saothair an Phríomhfheidhmeannaigh faoi réir cheadú an Choiste um Luach Saothair de chuid Bord An Post agus an tAire Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha.

Is é an cuspóir luach saothair an Phríomhfheidhmeannaigh a choinneáil ag leibheál atá tarraingteach don duine ach a léireoidh luach ar airgead don Ghrúpa ag an am céanna. Braitheann codán de luach saothair an Phríomhfheidhmeannaigh ar a fheidhmíocht agus, ar an tslí sin tá sé nasctha le cuspóirí an Ghrúpa agus an duine féin. Cinneann an tAire Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha, le ceadú ón Aire Airgeadais, táillí gach stiúrthóra.

Is ionann na nochtuithe a dhéantar sna ráitis airgeadais seo a bhaineann le luach saothair agus eolas faoi phinsean na stiúrthóirí agus iad sin a éilítear faoi Achtanna na gCuideachtaí, 1963 go 2006.

### An Coiste Luach Saothair

Tá an Coiste Luach Saothair comhdhéanta de thriúr stiúrthóir neamhfheidhmeanach agus an Príomhfheidhmeannach. Feidhmíonn John Fitzgerald mar Chathaoirleach ar an gCoiste. Bíonn an Príomhfheidhmeannach as láthair nuair a phléitear ábhair a bhaineann lena luach saothair féin. Nuair is gá tugtar cuireadh do dhaoine nach comhaltaí den Choiste iad a bheith i láthair. Is iad seo a leanas príomhdhualgais an Choise:

- luach saothair, agus téarmaí agus coinníollacha fostaíochta eile de chuid an Phríomhfheidhmeannaigh a chinneadh, thar ceann an Bhoird, faoi réir Beartas an Rialtais lena mbaineann a chomhlíonadh;
- struchtúir pá, agus téarmaí agus coinníollacha foirne sinsearacha eile (arna aithint ag Cathaoirleach an Bhoird) a chinneadh thar ceann an Bhoird;
- a bheith curtha ar an eolas faoi fhorbairtí suntasacha i gcaidreamh tionscail agus beartais chaidreamh tionscail a athbhreithniú chun a chinntiú go mbeidh an straitéis ag teacht lena bhfuil bainte amach ag plean gnó An Post agus cinntí a dhéanamh ar chúrsaí den sórt sin, thar ceann an Bhoird;
- na cinntí ar fad a bhaineann le pá agus cúrsaí pá a dhéanamh de réir mar a chinnfidh Cathaoirleach an Bhoird agus é ag gníomhú thar ceann an Bhoird; agus
- na cinntí suntasacha ar fad a bhaineann le cúrsaí ar nós beartas um luach saothair, sochair, grádú foirne, moltaí tríú páirtí agus saincheisteanna gaolmhara agus é ag gníomhú thar ceann an Bhoird.

